# SPIORAID NA SAOIRSE

Aisling Draoiḋeaċta
ar an mBliaḋain 1916

An tAṫair
PÁDRAIG UA DUINNÍN
cecinit







Baile Áṫa Cliaṫ
M. H. Gill agus a Mac, Teor.
1919.

3/6 glan.

# SPIORAID NA SAOIRSE

Aisling Draoiḋeaċta
ar an mbliaḋain 1916


an tAṫair
Pádraig Ua Duinnín
cecinit





Baile Áṫa Cliaṫ
M. H. Gill agus a Ṁac, Teor.
1919.

# SPIORAID NA SAOIRSE.

## 1.—AINNIR.

Oiḋċe ṫearḃaiġ
Ṡaṁraiḋ im leabaiḋ
Ḋaṁ fá ċearna,
Is mé túirseaċ caiṫte
Ó scrúduġaḋ starṫa
Ar an éirġe amaċ so
Ḋeireaḋ an earraiġ;
Mé ag déanaṁ maċtnaiṁ
Ar an mbuiḋin do leagaḋ
Go hóg san ṁaċa,
Nó do fágaḋ marḃ
Le dliġe luċt airm,
Nó gan dliġe gan agairt
'S ar an mbuiḋin do caiṫeaḋ
Tar bóċna i gcarcair;
'S ar ṁilleaḋ daingean
Is dún i gcaṫair
Eblana an aitis
Le faoḃar 's le lasair,
Do ġluais an scamall
Draoiḋeaċta tairm
A ḋún i gceangal
Suain mo ḋearca,
'S a ḃáiṫ an ṁairg
An ḃuaiḋirt 's an deacair

A ḃí ar feaḋ tamaill
Ag claoiḋe lem anam.

Gan spás do ṁeasas
Mé féin im ṡeasaṁ
I bpáirc cois mara,
Mar a raiḃ féar go garḃ
Ag fás 'na ṡreaṫaiḃ,
Is fraoċ is aiteann
'Na slaodaiḃ reaṫa
I measc na gcarraig
Go tiuġ ar talaṁ.

Ar mo ḋeis, i ngar dam,
Do-ċonnac an Ainnir
Soillseaċ raṫṁar,
Aerḋa aḃaiḋ,
'S a gruag 'na beartaiḃ
Léi go haltaiḃ;
A ḋá súil ġlasa
Mar réalta ar lasaḋ
Geaṁoiḋċe ṡeaca;
A braoiṫe, a leacain,
'S a héadan leaṫan
Gan smál gan ainiṁ;
Sciaṫáin ġeala
Léi go fairsing
Ar nós an aingil;
Róba fada
Éadtrom daiṫte
Dá guailne ar leaṫaḋ,
Is gaċ leoiṫne ṫagaḋ

Ġá luascaḋ i gcreaṫaiḃ;
A bráġaid mar ṡneaċta
Ar lí na heala,
Nó lil na maise
Lá gréine ag taiṫneaṁ;
Do b'éadtrom abaiḋ
A siuḃal 's a seasaṁ
Ar ḋruim an tailiṁ;
Is do rinn a haṁairc,
De réir mar ṁeasas,
Ba léir gaċ caṫair
Gaċ cnoc is baile
I ḃfus ár n-aice
Is i gcéin tar calaḋ;
Ar a ḋrioċ do ḃraiṫeas
Go raiḃ sí ag maċtnaṁ
Ar an íde gearraḋ
Ar gaċ anḟlaiṫ ḋeacair
Ċuir tíorṫa is bailte
Fá ḃruid 's fá ṁairg.

Uaiṫe tamall
Is léir go ḃfaca
Bainríoġan ḃairrḟionn
'Na suiḋe ar ċarraig,
Is í báiḋte i nglacaiḃ
An ḃróin go daingean.

B'ḟurais an ríoġan soin d'aiṫint
Is a cás do ṫaḃairt fá ndeara,
Cá ḃfuiġead a cáil do ḃreacaḋ?
Breáġṫaċt caoine is maise

Scéiṁ is siuḃal is seasaṁ?
Is léir don tsaoġal a pearsa
A háilneaċt gné 's a cneastaċt;
Béiḃionn sé mar ṁeasaid
Fáiḋe is draoiṫe, a hainm;
Is cé gur ḃ'aosta an ḃanḟlaiṫ
Is nár ṫréig na déara a leacain
Mar tá siad léi 'na ḃfrasaiḃ
Ón dtráṫ 'na raiḃ 'na leanḃ,
Ḃí gné na hóige ag taiṫneaṁ
'Na dearcaiḃ glé 's 'na haiġṫiḃ;
Ó aois go haois bíonn scata
D'éigse an léiġinn is leaṫaid
I ḃfuiġliḃ dáin fá eagar
A cáil 's a scéiṁ 's a ceannas,
Na tréiṫe is dual dá hanam.

Ba ċráḋ liom í tréim aisling
Ag caraṁ íde a leanḃ,
An t-álṁaċ dílis neartṁar
A milleaḋ i ḃfus i ganḟios,
'S a sáṫaḋ go claon i dtalaṁ;
De ḃríġ gur orṫa siad sí
A gnaoi 's a siúl 's a seasaṁ.

Annsúd do ḃí 'na haice
A caṫaoir ríoġḋa ġreanta,
Is bánsrolt ṁín a ceannais;
Í féin 'na suiḋe fá ṁairg
Gan sult gan sóġ ar an gcarraig;
A fallaing ṁín dí caiṫte,
Na déara léi 'na gcaise,

A croiḋe 'na cliaḃ 'ġá scallaḋ,
Is ualaċ léin 'ġá ḃarcaḋ.

Ba ġearr annsoin go ḃfaca
Draoiḃean ḟleaṁain ag tarraing
'Na treo go bláṫṁar maiseaċ;
Róbaiḋe uaisle faisinn
Léiṫe anuas go talaṁ,
Is crios caol órḋa 'á gceangal
'Gá cúm seang córaċ slaċtṁar;
A gnúis go soillseaċ snasṁar,
Is féaċaint ḟiaḋain 'na dearcaiḃ;
A gruag go cíorṫa casta
Scáinneaċ dréimreaċ fada;
Do b'aoiḃinn aerḋa a satailt;
D'uṁluiġ sí go habaiḋ
Don ḃainríoġain déaraiġ ċaṫaiġ;
'S ba ġeall le srotán meala
Glór a béil 'na ċaise
Ag tuirling ó n-a gealġob
Is í ar an nós so ag labairt:

"A Ḃéiḃionn ḃéasaċ raṫṁar,
Is truaġ lem ċroiḋe do reaċta
Guil i ndiaiḋ do leanḃ;
Mar daṁsa, a stór, is feasaċ
An íde fuair gaċ gas díoḃ;
Aċt leig deċ caoineaḋ 's seaċain
Brón is buaiḋreaṁ deacair;
Ní hiad do ċlann do cailleaḋ,
Dóiḃ sin ba ḋual beiṫ cneasta
Is uṁal dá dtriaṫaiḃ ceannais,

Aċt dream an áir ’s an ṁarla
Do réab gaċ dlíġe dár ceapaḋ
Riaṁ ar ḋruim an tailiṁ,
Is ní miste ḋuit ḃeiṫ scarṫa
Le n-a sórt-san d’aicme.’’

Ba ċneasta mín do ḟreagair
Is toċt ar a cliaḃ an ḃanḟlaiṫ:

“ Cia hí an stáidḃean ḟleaṁain,
Le binneas bréiṫre a bladair,
A ṁarluiġeann tréad mo leanḃ? ’’

“ A ċuid den tsaoġal ’s a ṫaitniṁ,
’S a ċaoinḃean áluinn ḃlasta,
Ní’l dúil agam-sa i mbladar,
’S ní háil liom aoir ná marla;
Mar is bean mé ṫriall tar calaḋ
Le caḃair do státaiḃ laga,
Is an Iasaċt daṁ is ainm;
Tá fios do scéil ’s do ċearna
Agam go cruinn le tamall,
Is buḋ ḃinn lem ċroiḋe trém ṫeagasc
Tú ḟeolaḋ ar ród do leasa;
Mar agamsa a tá a ḟios, a ṫaisce,
Do ṡaoġal le ciall nár ċaiṫis
Go dtí an lá indiu de ḋearcaiḃ
Easumla is uaḃair do ṁacsa;
Aċt éist lem ċoṁairle is maċtnaiṁ
Go cruinn ar ḃríġ mo starṫa;
Ġeoḃair tógaint cinn is gradam
Idir ḃéiṫe is aoirde flaiṫeas;

Ġeoḃair seoda is maoin is maiṫeas
I gcúirt ḃreáġ ṁaorḋa ġreanta,
Róbaiḋe daora daiṫte
Luċt friṫeoilte 's freastail
A ṫiuḃraiḋ duit gaċ aire;
It dún beiḋ ceolta 'á spreagaḋ,
Is gaċ róġlas daor 'á ċaiṫeaṁ,
Is béiṫe maorḋa geala
Go fuadraċ gléasta it ḟarraiḋ;
Ġeoḃair suiḋe ċum búird go seascair
Ar ḋeis na ríoġna ceannais
Gur léiṫe an spéir 's an talaṁ
Is ríoġaċt an éisc 's na bḟeamann;
Aċt cuir-se uait an treallaṁ
Atá díoṁaoin le fada,
An tslat a bíoḋ it ġlacaiḃ
'S an ċaṫaoir ġréasta maide,
Is tabair do ḃoċtaiḃ laga
An ball so agat mar ḟallaing;
Ar do ḃás ná faiġtear fearta
Ag tíoċt de ḃarr do ṫeangan
Síos den ċanaṁain ġairḃ
Ba ḃinn leat tráṫ it leanḃ,
Aċt claoiḋ go dúlṁar abaiḋ
Le cóṁráḋ bríoġṁar blasta
Mar is gnáṫaċ ṫall tar calaḋ
Ag uaisle is prionnsaiḋe ceannais,
Luċt feasa is léiġinn is leaḃar;
Is ná bí go caointeaċ caṫaċ,
Ná sileaḋ sruṫ do ḋearca
Go fuiġeaċ i ndiaiḋ do ḋragun,
An dream le láṁaċ do leagaḋ;

Mar do ċráḋadarsan an t-anam
San mnaoi dá ngéillid barca,
Gan scrupull riaṁ le clearaiḃ;
Aċt taḃair-se roġa gaċ taiṫniṁ
Dot ṁacaiḃ léiġeanta garta
Atá ag caiṫeaṁ cúrsa a mbeaṫaḋ
Ċum ríoġan an aeir 's na mara
D'árduġaḋ i gcéim 's i ngradam."

Sin mar do laḃair; 's ḃí fearg
Ar an mbanḟlaiṫ gcaoin 'ġá freagairt:

"Beir uaimse, a Iaraċt ṁeaḃail,
Ó ġeiḃim gurab é sin t'ainm,
Ná cráiḋ-se mé let aiṫearc,
Is ná bac le cáil mo ḋragun;
Mar is tú do ḟág mé dealḃ,
Is tusa aṁáin fá ndeara
Gaċ donas riaṁ 's gaċ peannaid
Im ré-se liom do ṫeagṁaig;
An ḃuaiḋirt seo anuas ar m'anam,
Scaipeaḋ is éag mo ċarad,
An saoṫ 's an ṗláiġ 's an galar
Do ḃain an ḃríġ dem ballaiḃ,
Na harṁúċáin a cartar
Liom féin lem réim 's lem arm;
Ní ḃfaġaim-se blas ar ṫ'ḟaision
Ar ór ḃreáġ ḃuiḋe ná ar ċeannus
Na mórstát ṫall tar calaḋ;
Is ní ċum cáil ná gradam
Do ṫaḃairt go bráṫ don ċailliġ
Dá ngoirṫear Mór na Mara,

Do ṫálas sruṫ mo laċta
Ar ċuraidiḃ tréana an ċata;
Aċt ċum mo ṫréada ḟeaċaint
Ar ḃruid 's ar ár 's ar ġalar,
Is mo ḋúṫaiġe áilne ġlanaḋ
Den dream i bpáis do ċreaċ mé;
Ó fág mé, a stuaire ṁaiseaċ,
Tá brón is buaiḋirt dom stracaḋ,
Sné do ġnaoi ní geal liom
Is ní binn liom glór do ṫeangan."

Sin mar do labair an ḃanḟlaiṫ,
'S do ḃí an draoiḃean feara,
'S í ós a comair 'na seasaṁ,
I ḃfonn ċum í do ḟreagairt;
'Na dtreo nuair ḋruid an Ainnir
Is faġairt 'na súile ar lasaḋ;
Le faoḃar is í do labair:

"A Iasaċt ṁalluiġṫe,
Léig det reacaireaċt
Ḃréag is bladaireaċt,
Is det ċoṁráḋ ṁasluiġṫeaċ
Leis an mbainríoġain mbairrḟinn seo
Atá cráiḋte caṫuiġṫeaċ;
Beir leat tar fairrge
Do róbaiḋe maiseaċa,
Do ḃréagsnúis ḋaṫuiġṫe,
Do ċuid uaille is tarcuisne,
Do ġlór 's do ġlafarnaċ,
Nó is deiṁin go staṫfad-sa
An folt breáġ tacair sin
Atá ag díon do ḃaiṫis duit."

Ag labairt mar sin don Ainnir,
Ṫug foḃa fá'n ndraoiḃean feasa;
Do ċuir sí a láṁ ċlé i ndaingean
'Na hórḟolt ċíorṫa ċasta,
Is do ḃuail sí a deasláṁ ġasta
Ar éadan ḟoillseaċ leaṫan
Na báibe sin an ḟeasa;
De ġeit ḋein aḃac beag carraċ
Ḟoirḃṫe gránna tana
Den ḃéiṫ ba ċíorṫa snasta;
D'ḟás daṫ oḋar-ḃuiḋe smearṫa
Is méirscriḋe caola fada
Ar a scéiṁ ba niaṁḋa tamall;
Ḋein giobail ḟuaiḋte ḃreaca
Dá róbaiḋe uaisle saitin;
Do-ċuaiḋ i laiġead 'na haiġṫe
A dá súil ḟiaḋaine ġlasa;
'S do-ċuaiḋ i méid a lasair
Dá ḟaid iad siar 'na gclasaiḃ;
Dá gruaig ḃreáġ ċíorṫa ṁaisiġ
Ḋein luaċair ċríonna ġarḃ;
Is sreangán guaireaċ dearg
Den ċrios a cúm do ċeangail;
Ba ġéar é glór a teangan
Is í go dian ag screadaiġ
Mar d'éaluiġ sí ón Ainnir;
Níor ḃ'ḟuláir í ṫaḃairt fá ndeara
Mar ḃíoḋ ag léim go haṫlaṁ
San aer ós cionn na faiṫċe,
Is mar ṫuirlingeaḋ ar ċarraig
'S gurḃ ann go ciuin do stadaḋ,
Fé mar luiġeann go seascair

Faoileann ḃán ar aḃainn
Nó ar ṫonntaiḃ réiḋe na mara;
Is ḋeineaḋ cúrsa reaṫa
Agus fosaḋ gaċ re dtamall
Ar fuaid na páirce ag faire
Ar an mball den réiḋe 'nar ṡeasaiṁ
Go maorḋa mín an Ainnir;
Nuair ṫéiġeaḋ sí sin 'na haice
Gan ṁoill do ḋeineaḋ cat dí
Ag fiaġaċ na luċ 'na reaṫaiḃ;
Nó muc ag tóċ an tailiṁ;
Nó naṫair niṁe ag baint seasraḋ
Ar a colainn líoṁṫa ṡleaṁain,
Nó broc ag cóiruġaḋ a leapṫan
Fá ḃun na n-allt san arair;
Nó cóirneaċ craosaċ ceannḟionn
Le hairc feoil daonna stracaḋ
Ar ṁaċairiḋe suaiḋte an ċaṫa;
Is níor ṁall í riaṁ ag casaḋ
Ar ċruṫ an aḃaic ḃig smearṫa.

Ar ḃeiṫ don draoiḃean feasa
Fá ṁalairt ċroṫa is daṫa
Ag triall ṁágcuaird 'na reaṫaiḃ,
A cúl léi ṫug an Ainnir,
Is níor ċuir sí suim 'na cleasaiḃ,
Is ġluais ar iontóḋ baise
I dtreo na ríoġna cneasta
Is d'uṁluiġ dí go haṫlaṁ
'S ba léi ba líoṁṫa a labair:

"A Ḃéiḃionn ċiuin 's a ṫaisce,
Ní baoġal duit stuaire an ṁarla,

Dá ġéire a glóir 's a gastaċt,
'S dá luaiṫeaċt í ċum malairt
Ċroṫa ċúiċe a ṫarraing;
Fágfad-sa í gan ċleasa
I dtráṫ le feiḋm mo ġlaice;
Gaḃ ċugat foiḋne, is maċtnaiṁ
Ar ṫ'uaisle réime is ċeannais,
Is ná goil i ndiaiḋ na leanḃ
Ót ċaoinuċt ġlé do ṫreascair
Lámaċ na nGall go talaṁ;
Mar is árd a gcáil 's a ngradam,
Is tráċtfar ċoiḋċe i bpratainn
Ar ḟeaḃas a n-éaċt 's a mbearta;
Tiormuiġ do ḟúile, a ċara,
Is éiriġ ċugainn it ḟeasaṁ,
Cuir ort go fuadraċ t'ḟallaing
Uaine uaiḃreaċ ḟada,
Gaḃ go cruinn it ġlacaiḃ
Slat an ċirt 's an ċeannais,
An ḃán-tslat úd do b'aiṫnid
Don Ċarrṫaċ Mór gan ainniṁ,
Is d' Ó Néill nár ġéill do naṁaid;
Mar is bainríoġan tú gan ṁagaḋ,
Is ní'l bainríoġan eile ar marṫain
Dá ṁéid a maoin 's a raċmus,
Dá liaċt fear fá n-a brataċ,
Do ḟéadfaḋ buiḋean do b'ḟearr
'Ná an dream so ċaoinir d'ḟearaiḃ
Do ċur ar ḟráid ná ar ṁaċa:
Buiḋean gan scíṫ san deaḃaiḋ
Ar son do ḟaoirse, a ċara,
A ṫug idir ċorp is anam;

Buiḋean ġléigeal aerḋa an aitis,
Buiḋean ċróḋa mórḋa an ṁaitis,
Buiḋean mín an tsuilt 's an ċeana,
Buiḋean tsaor nár ṁaoṫ i dtreasaiḃ,
    Buiḋean gan ċeo,
    Buiḋean gan smól,
Buiḋean ċóraċ d'ógaiḃ gasta."

Sin mar do laḃair an Ainnir,
'S do léig an ḃainríoġan ċailce
Ó lár a cléiḃ an t-an-uċ
'S is stuamḋa caoin do ḟreagair:

" A stuaire mín is a Ainnir,
Is breáġ lem ċroiḋe do starṫa
Ag móruġaḋ cáil mo leanḃ;
Dá ḃfaiġinn mo ṡúil do leagaḋ
Ar an mbuiḋin is teo lem anam,
An ḃuiḋean a fuair mar ḃeaṫa
Uaċtar méaṫ mo laċta,
Ní ḃeinn ag uaill go caṫaċ
Ná ag cáiṫeaḋ deor óm ḋearcaiḃ;
Cia ċuirfiḋ m'óigḟir ċanta
'Na saoġal ós árd 'na seasaṁ?
An té scéalóċaḋ daṁ a mbearta,
A dtréiṫe a méinn 's a maiṫeas,
'Sé ruaigfeaḋ brón óm ṡaṁail
De ṁnaoi ḃoiċt ċráiḋte ċaiṫte,
'S a ċuirfeaḋ meiḋir 'na leabaiḋ
'Sa ċroiḋe seo im lár go daingean."

" A ríoġan 's a stór 's a ṫaca,
Ġeoḃair radarc ar ḃuiḋin do ċeana,

Is scéalóċad féin duit gairce
Is gníoṁarṫa glé do leanḃ."

"A stuaire an ḃéil ḃuig labair,
Mo ċroiḋe leat scéiṁ ó ġealann,
Innis do scéala faram
Do ṗór, do ṫír is t'ainm."

"A Ḃéiḃionn ṁaorḋa ċailce,
Níor ḃ'iongna liom tú 'om aiṫint;
Is stuaiḋḃean mé atá ar marṫain
Ó ṫúis an traoġail 's an tailiṁ,
Do geineaḋ mé sna flaiṫis,
Agus Spioraid na Saoirse m'ainm;
Bíonn mo ṫráċt go fairsing
Ar ṡléiḃtiḃ árda glana,
Mar a scuabann gaoṫ an earraiġ,
Mar ar fíoċṁar niṁ an treaca,
Mar ar díon do ċuraiḋiḃ gairce
An luaċair úr 's an t-aiteann
'S an fraoċ mongruaḋ 'na neadaiḃ
Cois árd-ċliaṫán na gcarraig;
Ar ḋúntaiḃ duḃa 's i gclasaiḃ
'Na ḃfaiġtear scáṫ ón naṁaid,
Ar ṁaċairiḋiḃ luċt airm,
Mar a ndoirtear fuil 'na ceaṫaiḃ
Is go ndeintear sáṫaḋ is teascaḋ
Ar laoċraiḃ árda gairce,
Is taoscaḋ is cruaċaḋ i dtalaṁ
Ar ṡluaiġtiḃ móra marḃ;
Ar longaiḃ luaṫa caṫa
Fá ṡeol ar ḋruim na mara,

Nó ṫíos 'na caḃail i dtaisteal;
Ar ártaiġe a ġluaiseann aistir,
Mar éin san spéir 'na sreaṫaiḃ;
Nó i ḃfarraiḋ laoċra tapaḋ
A ḃíonn go duḃaċ fá ġlasaiḃ
I n-íoċtar seiḋil is carcar.

"Caḃruiġim go fial le flaiṫiḃ
Is le státaiḃ beaga an ċeana
A ḃíonn fá ḋianḃruid deacair
'S fá ṡáil an ḃráca ag gallaiḃ;
Spíoruiġim a sluaiġte im starṫaiḃ
Is cuirim spionnaḋ is anam
'Na gcroiḋe ċum triall ar ṁaċa
'S an naṁaid le faoḃar do leagaḋ
'S a ḃfóirne fill do ċartaḋ
Tar teorainn uaṫa a ḃaile;
Is fuaṫ go bráṫ lem' anam
An Iasaċt ġránna ṡleaṁain
Le cleasaiḃ fill is bladair
A ṁilleann tíorṫa is bailte
'Na mbréagċruṫ ċuca ag tarraing,
A folt go slímċas daiṫte,
'S a gnúis go liġ-geal snasta,
'S gan innte aċt abac beag caiṫte
Foirḃte crannda casta,
Is ná fágann seoid ná raċmus
'Gá muinntir léi ná sladann.

"Molaim tréiṫe is gaisce
Na n-ógán gcróḋa neartṁar
Le fonn mo réir a leanann,

An dream gur greann leo a n-anam
Ar son mo ġlóire ṫaḃairt,
Luċt mo ḋuanta ċanaḋ
Nuair a ḃíonn an bás 'na n-aice,
'S a n-aġaiḋ ar ṫír na ḃflaiṫeas;
Tógaim croiḋe gaċ draguin
Dílis dána dreaċġlain
A ġlaoḋann go hárd ar ṁ'ainm
Is scaoilim snaiḋm a gcearnaḋ.

Tá mo ġníoṁarṫa gairce
Go cruinn le léiġeaṁ i bpraitinn
I laoiḋṫiḃ glé 's i starṫaiḃ.
Do b'ḟada liom an t-aga
Ḃí an Ġréag fá ċrúiḃ a naṁad,
An Ġréag ba ċróḋa i gcaṫaiḃ
Ba ṁílse dán 's ba ċnearta
Nósa is béasa tamall
Dá raiḃ de ṫíorṫa ar marṫain,
Ba ḋíon dí mé lem rannaiḃ
'S le héirim ċruinn mo ṫeagaisc
Ċum a cuanta glé 's a bailte
'S a hoileáin aoiḃne glasa
Do sciobaḋ a greim na ndanar;
'S anois ní gnaoi lem anam
An Ḃeilg 's an Ṗolainn ġreanta
Fá lom na daoirse caiṫte
Gan ionnta éirġe 'na seasaṁ
Ná breiṫ ar ċóir ṁaiṫ airm
Go fíoċṁar dána neartṁar.

'S is fada liom, a ṫaisce,
Go mbeir-se saor gan ċeangal,

Do ḟaoġal agat dá ċaiṫeaṁ
Gan beann ar uaisḟir ḋanar;
Is geal lem ċroiḋe gaċ leanḃ
Do ċuirus riaṁ fám' ḃrataiḃ;
Aoḋ Mór lér milleaḋ Bagneal,
Aoḋ Ruaḋ le niṁ do leagaḋ
I dtír i gcéin i ganḟios,
Sáirséal cróḋa cneasta,
Éadḃard tréan Mac Gearailt,
Ruiséal is Teon 's Mac Reaċtain,
Emmet groiḋe 's an sceata
Le n-a linn do ġlaoiḋ ar m'ainm
Is do ṫréig a sárḟuil ḋearg
Le dúṫraċt ċroiḋe trém ṫeagasc;
'S an triúr sin d'iarr le haṫċaint
Ar Ḋia na gcliar do leas duit
Is córda a naṁad dá dtaċtaḋ
Mar d'éaluiġ uaṫa an t-anam;
Aċt maoiḋim go mórmór tairis
An ḃuiḋean so is déiḋeannaiġe leagaḋ.
De ṗlúr do ṡlóġ-sa, a ċara;
Má's áil leat é óm ṡaṁail
I dtráṫ duit léiġḟead aiste
Ar uaisle a n-éaċt 's a maiṫeas
Is ḃéarad duit fáṫ ḋearcaiḃ
Radarc ar scéiṁ a bpearsan."

## 11.—SCAMALL.

Sin mar do laḃair an Ainnir
Is ba luaṫ an ríoġan 'gá freagairt:

“A spéirḃean féin is a Ainnir,
Is binn lem ċroiḋe tú 'om agall;
Noċt daṁ scéal mo leanḃ
Is feicim niaṁ a n-aiġṫe.”

Do ṡléaċt gan ṁoill an Ainnir
Do Ḃéibinn ṁaorḋa, ċailce,
Aċt ní ċuala gíog dár laḃair
Mar do báiṫtí a guṫ le screadaiġ
A ṫagaḋ ċuġam ó ċarraig
Mar a raiḃ an t-aḃac 'na seasaṁ.

Leis sin do ġluais an Ainnir
Fá ḋéin an aḃaic 'na reaṫaiḃ,
Is béim dá dearláiṁ neartṁair
Do ḃuail ar ḋruim a baṫais;
Is níor ṫug sí uain ḋí ar ċasaḋ
Ná ar ṁalairt ċroṫa a ġlacaḋ,
Aċt d'aimsiġ í le leangaḋ
I mbun na cluaise 'á leagaḋ
Den ċarraig aoird ċum tailiṁ,
Is ċuir sí créaċta tarsna
Ó ṫaoḃ go taoḃ 'na leacain;
Is suġlaċ ciarḋuḃ smearṫa

I n-ionad fola ag tarraing
Ó n-a plaosc anuas 'na ċaise.

Cé gur léir ar treascairt
Aḃac an uaḃair 's an ḟeara
Dar liom 'na pleiḋce marḃ,
Níor ḃ'ḟada an ṁoill gur ḟeasaiṁ
'Na neart arís ar an ḃfaiṫce;
Is ba ṫeann í ag glaoḋaċ 's ag bagairt
Áir is luit is ṁarla
Is ag taḃairt na ḃfoḃa fá'n Ainnir.

Láiṫreaċ ċrom sí ar staṫaḋ
Na céiḃe míne daiṫte
Do ḃí ar an spéirḃean ġreanta
Siar síos léi go haltaiḃ;
Do réab sí a sciaṫáin ġeala,
'S 'na scórnaiġ léim go haṫlaiṁ,
Is le n-a ḋá laġair smearṫa
An ḃáb ar láiṁ do ġreamuiġ
I gceangal ċruaiḋ ná scarfaḋ;
Is d'ḟáisc a muineál sleaṁain
Le dúil sa ḃéiṫ do ṫaċtaḋ.

Ba ṫruaġ lem ċroiḋe-se an Ainnir
'S gur ṁaorḋa a drioċ 's a haiġṫe,
A guailne, a ceann 's a fallaing
'S a folt breáġ scuabaċ fada
Anonn 's anall 'na gcreaṫaiḃ
'Gá luascaḋ ag aḃac an ḟeara;
Mar luascann is mar leaṫann
An ġaoṫ aduaiḋ a ṫagann

Duilleabar bog mongglas snasta
Is géaga rígne daraċ.

Ní ċuala uaill ná screadaiġ
Ná gearán ón spéirḃean ḃairrḟinn,
Cé go raiḃ a croiḋe dá ḃascaḋ
Le déistinn ḟir is le peannaid;
Aċt ṫug mo ṡúil fá ndeara
Í ag árduġaḋ a láṁ go neartṁar,
Is ag breiṫ ar ṗlaosc ar an abac
'S 'gá fáscaḋ i ngreim go daingean
Idir a dá bais ġeala,
I dtreo gur ḃog gan stad dí
An tsaṁailt úd an ḟeasa;
'S ba luaṫ an spéirḃean ċneasta
'Gá croṫaḋ ḋí ar an gcarraig.

D'éiriġ arís an t-aḃac
Gan ċneaḋ gan lot gan ġearraḋ,
Is ṫug sí ruaig fá'n Ainnir,
Do léim 'na treo le fearg
Is le turrainn tréan do leag í
Faon ar úir na faiċċe;
Is do réab a fallaing fada,
'S do ṁill 's do ḃris a haiġċe;
Is ní fuil ón gcréaċt do ṫarraing
Aċt srúil ḃreáġ ḃríoġṁar meala
Le fána ġluais mar easaiġ.

Nuair ṫuit an spéirḃean ḃeartaċ
De ġeit do ċriṫ an talaṁ,
Is ḃí fuaim im ċluais ag cnagaḋ

# SCAMALL.

Ó réabaḋ crann is carraig,
'S ó aibne ag teaċt 'na reaṫaiḃ
Tar druim na gcnocán leaṫan;
Is do ġaḃ mo ċroiḋe-se peannaid,
Is níor ḟan an lúṫ im ballaiḃ
Nuair ċonnac an spiorad ar treascairt
Annsúd gan mian ar an dtalaṁ;
Do luiġ toċt bróin ar m'anam
Is ḃí sruṫ anuas lem leacain;

Do b'éaċtaċ liúġ 'gur screadaiġ
An aḃaic ḃig ċlaoin nuair ḃeartuiġ
Go raiḃ an spéirḃean marḃ;
Do ġluais sí ar fuaid na faiṫċe,
Le scleondar ḃuail sí a bara,
'S í ag léim ó ṫor go carraig;
Is nim a súl 'gá caiṫeaṁ
Aice ar ḟéar 's ar aiteann.

Le n-a linn sin d'éiriġ an Ainnir
'Na neart arís 's 'na maise;
Ba ġile a cneas 's a haiġṫe,
Ba ṁaiseaṁla agus ba ṡnasta
A héide a folt 's a fallaing;
Do b'éascaiḋe a céim 's a satailt
'S ba ṁaorḋa a siuḃal 's a seasaṁ
'Ná mar ḃídís ceana
Roiṁ ionnsuiġe ṫréin a naṁad,
Mar ġluais fá ḋéin an aḃaic
Is faġairt is teinte creasa
Ag sceinn ó rinn a dearca.

Nuair ċonnaic sí ċúiċe an Ainnir
Is ár aice 'gá ḃagairt,
Do sceinn an draoiḃean feasa
De léim san aer go haṫlaṁ,
Is do ṁoṫuiġeas faġairt is lasair
'Na ḋá biorṡúil ag taiṫneaṁ,
Mar splangc ag gluaiseaċt ṫarm;
Is ar éirġe ḋí ba ġairid
Gur ṫarraing ċúiċe gealġa
Do ṡín ón ngréin ar lasaḋ
Le feiḋm a méar 's a glaice.

De ġeit ba léir dom aṁarc
I mbarr na spéire sceamall
De ċeo ḃog draoiḋeaċta is deataiġ,
Is é 'na scáil ar leaṫaḋ
Idir ḋá ṫaoḃ na ḃflaiṫeas;
Ba luaṫ ṁoṫuiġeas é ag tarraing
Anuas go fuadraċ ceaṫaċ
Ag clúdaċ sléiḃte is bailte,
'S ag tuirling d'aon neart frasa
Anuas ar ṫuinn na mara;
Do scuab sé leis ċum tailiṁ,
D'úrḋuḃaiġ an t-aer im aice,
'S do ṡlad ó ġréin na maidne
An ḟeiḋm ba ḋual dá lasair.

Tré lomra an ċeoiḋ do ḋearcas
Béiḃionn ċiuin tais ċailce,
'S í ag gol go caointeaċ caṫaċ,
'S ag réabaḋ a héadaiġ ṁaisiġ,
'S ag bualaḋ a bas fá ṁairg,

Mar do ṁéaduiġ dúire an deataiġ
An toċt do ḃí ar a hanam;
Glór a guil 's a ceasna
Ba ġéar do ḃain macalla
A sléiḃte a coillte a daingin,
Is í fá smúit an scamaill
Ag déanaṁ cuṁaḋ, 's do laḃair:

"Oċón mo ṁíle mairg,
Mo ḃrón naċ dóiġ é scaipeaḋ,
Mar tá 'na néall duḃ leaṫan,
Is 'na ċeaṫaiḃ troma ar ṁ'anam;
Mo ḃuiḋean ḃreáġ laoċda leanḃ
Óm raḋarc go doiṁin i dtalaṁ.
Binneas éan i gcrannaiḃ,
Guṫ mná siḋe cois leasa,
Ceol na gcrot dá spreagaḋ
I gcoṁgar coillte is aḃann
An cóṁráḋ réiḋ a ṫagaḋ
'Na srúil de ḃarr a dteangan;
Gile ó ġréin na ḃflaiṫeas
'Na ngnúisiḃ áilne ag taitneaṁ;
Cúṁraċt bláṫ an earraiġ
'Na mbéalaiḃ búċa balsaim;
Milseaċt aoiḃinn meala
'Na bpógaiḃ am a gcasta
Istoiḋċe orom a baile;
Niaṁ a gcneas mar ṡneaċta,
Luisne rós 'na leacain,
Faġairt 'na súiliḃ meara
Mar réalta spéire ar lasaḋ
Um Ṡaṁain istoiḋċe ṡeaca;

Ciabḟolt cíorṫa a mbaiṫeas
Ar scéiṁ an óir ḃuiḋe ġreanta,
Fiaḋ beannaċ ruaḋ gaċ dragun
I gcleasaiḃ léime is reaṫa;
Ionnsuiġe leoṁan ar ċeaṫraiḃ
Feiḋm a ngéag i gcaṫaiḃ
I n-aġaiḋ maṫḟluaġ na ndanar;
Spíoruġaḋ croiḋe dom ḟaṁail
Guṫ a mbéil 's a gcantain;
Brostuġaḋ spréiḋe go lasair
Na páirte cléiḃ im anam
A scéalta caoine blasta.
A ġaot ḟuar niṁneaċ ḋearg,
Do scuaib anoir tar calaḋ,
Ós tú do ṁill mo sceata
De ċuraiḋiḃ tréana an ġairce,
Gráin mo ċroiḋe is mo scart tú
Do ḃríġ 's do ċuṁaċt go gcaillir.

"Oċón, oċón mo scallaḋ!
Is níor ċuireas ór i dtaisciḋ,
Ná níor ḃailiġeas saiḋḃreas faraiḃ,
Aċt ṫugas daoiḃ go fairsing
Fíre cróḋaċt cneastaċt,
Tréiṫe is dual d'ḃar n-anam.
Oċón oċón mo ḋeacair!
'S is doiġ im ċliaḃ ḃar dtreascairt
I meáḋon ḃar ré gan taise;
Níor ċodlas néall le seaċtṁain
Aċt an uaill im ċluais dá casaḋ,
Bior trém ċroiḋe dá ṫarraing,
Ceo ar mo ṡúile 'á ndallaḋ,

Is mo ċéadfaiḋe uaim ar scaipeaḋ.
Mo ġreiḋín siḃ 's ḃéarainn ceaṫra
Maoin is ór is fearann,
Is an ḟuil go fuiġeaċ óm ḃallaiḃ,
Ċum siḃ do ċur 'nḃar mbeaṫaiḋ
Arís fá réim ar talaṁ.
Cia duḃairt go raḃadar marḃ?
A ċáirde cléiḃ seo farainn
Laḃraiḋ socair cneasta,
Ná dúisiġiḋ leoṁain an ċaṫa;
Éireoċaid ċuġainn is preabfaid
Go slán folláin 'na seasaṁ;
Mar d'éireoċaḋ fiolair ṁeara
I mbríġ na hóige a neadaiḃ
Ar ḃruaċaiḃ allt is ċarraig,
A sciaṫáin réiḋe leo ar leaṫaḋ,
Iad go hárd ag screadaiġ
Le fonn ċum gluaiste i dtaisteal
I ndoiṁniḃ glé na ḃflaiṫeas.

"Ná himṫiġiḋ uainn go maidean,
A ḃuiḋean so ar cuaird do ṫarraing,
Go ndúiseoċaiḋ tréad mo ṡearca,
Fanaiḋ ḃar suiḋe againn tamall,
Beiḋ áḋḃaċt is greann is fleaḋ 'gainn,
Is rince ar lár an halla,
Is scléip is ceol is aiteas;
Fíon breáġ bríoġṁar dearg
Ón Spáinn anall 'na ċaise,
Lionn is uisce beaṫaḋ;
Ólfam sláinte ar ndragun,
Is glaoḋfam ċuġainn ón gcaṫair

Ríġte is báird is flaṫa
Luċt suilt is dánta ḋeaċtaḋ.

"Aċt is baoṫ na bréiṫre ċanaim;
Imṫiġiḋ oraiḃ a ḃaile,
Tá an oiḋċe ḋuḃ ár n-aice;
Ní ḃfuiġid mo laoċra caraḋ
Is ciaċ a suain ní scaipfiḋ
Go lá na ndeor 's an ċreaṫa.
Oċón, mo ḃuiḋean ḃreáġ leanḃ,
I ḃfolaċ uaim fá'n dtalaṁ,
Éalóċad liom fá'n ḃfearṫainn,
Is ḃéarad cuaird na mbailte
Gan ḃróg gan ċaiḋp gan ḟallaing;
Raġad fá ḋéin na faiṫċe
'Na luiġeann an sluaġ so an ġaisce;
Fanfad annsúd 'na n-aice
Oiḋċe is neoin is maidean;
Ní ṁoṫóċad fuaċt ná teas ann
Is lem laoċra groiḋe ní scarfad
Ar áis go bráṫ an ḃeaṫa."

Mar sin don ríoġḃean ċailce
'S í ag cur dá croiḋe 's dá hanam
Na toċta bróin dí ṫagaḋ.

Ba ċiuin, ba ṁín, ba ċneasta
Do ṫáinig ċúiċe an Ainnir,
'S a gnúis ar scéiṁ an aingil,
'S do ṡléaċt sí ḋí go talaṁ,
'S do laḃair léi i mbréiṫriḃ meala:

## SCAMALL.

" Ná goil-se, a stóir 's a ṫaca,
'S a ḃainríoġan ṁaorḋa ċailce,
Ní ṡaġaiḋ le habac an ḟeasa
Tú a ḃuaiḋreaṁ le n-a cleasaiḃ;
Is gearr ó ḋuibeaċt an sceamaill
Soillse is sáṁaċt an aitis,
Is gearr ó ḃuaiḋearṫa beaṫa
Gile is raḋarc na ḃflaiṫeas;
Is gearr ón ndaoirse ḋeacair
Glóir na saoirse ag taiṫneaṁ."

Sin mar do labair an Ainnir,
'S do ṡín a láṁa go tapaiḋ
Tré lár na néall 'na haice;
Do rug go cruinn 'na glacaiḃ
Ar ṡreing de smúit an deataiġ,
Is do ṫarraing léi 'na ṡreaṫaiḃ
Le feiḋm a géag an sceamall
'Gá ṡeolaḋ ar fán 's ar scaipeaḋ.

Ḃí an t-aer gan ṁoill ar lasaḋ,
Is úire an lae ḃreáġ earraiġ
Ṫar stuaġ na spéire ag tarraing;
Is boġa mór soillseaċ daiṫte
'Na ṁaise ar scéiṁ na ḃflaiṫeas,
'S níor ṫuar é ar ḋuartan ceaṫa
Aċt comarṫa buaiḋe agus gaisce;
Tar éis imṫeaċt don sceamall
Ba léir an ṗáirc cois mara
Nuair ṫárla ann mé im ṡeasaṁ,
'Na ṗlásán aoiḃinn leaṫan;
Ní ḟaca fraoċ ná aiteann

Ná féar teann ruaḋ ná carraig,
Ná riasc ná luimpre ġarḃ,
Ná aḃac an ġleoḋ 's an ḟeasa,
Aċt deise is míne is aiteas
Gaċ cúinne glé den talaṁ;
Is do ṁoṫuiġeas ann gan aga
Gile ó ġréin na maidne,
Úire an ḟéir ag eascair,
Taise an tsrotáin reaṫa,
Cuṁraċt bláṫ na faiṫċe
Ar éagcosṁalaċt daṫa;
Binneas éan i gcrannaiḃ
Is crónán ciuin ag beaċaiḃ
Le feiḋm ag déanaṁ meala;
Is do ṫugas féin fá ndeara
An ḃuiḋean de laoċra geala
Do b'uaisle drioċ is pearsa,
Ba ċiuine méinn is aiġṫe;
Niaṁ an óir 'na mbrataiḃ,
Is corónta ar ḃarr a mbaiṫeas,
'Na suiḋe go sáṁ i n-eagar
Ar ṡuiḋeaċáin áilne greanta,
Ṫuas san aer gan taca,
Dá ṗéirse ós cionn na faiṫċe,
Duanta aca gá gcanaḋ
Nár ċlos riaṁ fós 'ar talaṁ.

D'éiriġeadar-san 'na seasaṁ
Is d'uṁluiġeadar 'na sreaṫaiḃ
Go cneasta séiṁ don Ainnir,
Is don ḃainríoġain aoiḃinn ċailce,
Is fáṫaḋ an ġáire ag taiṫneaṁ

Ar ġnúis gaċ ráib den scata,
Óigfir ṫréana ġasta,
Is páirtiḋe maoṫa laga,
Is curaiḋe i meáḋon a maiṫeas,
Do sméid anuas le haiteas
Ar na béiṫiḃ maorḋa cailce;
Is níor ṁall na béiṫe 'á ḃfreagairt
Is soillse an tsuilt 'na n-aiġṫe.

D'aiṫniġeas ar ball trém aisling
Gur ḃ'iad so an sluaġ do leagaḋ
Le piléir na mbúr gan taise,
'S ní i gcuṁangsaċ ġleoḋ ná ċaṫa
Aċt druim na laoċ le falla,
Is a suirc le bréid dá ndallaḋ
D'éis daorḃreiṫ cúirt an airm;
Ḃí seod i gcliaḃ gaċ flaṫa
Mar ar láṁaċaḋ é le gallaiḃ,
Is gaċ seod ḋíoḃsan ag taiṫneaṁ
Go soillseaċ gléineaċ lasta.

Fá ḃun an tsluaiġ sin ḋearcas
Ar ċnocán íseal leaṫan
An cú duḃ craosaċ cnapaċ.
Ḃí fionnaḋ guaireaċ garḃ
Ar fuaid a ċuirp 'na ṡreangaiḃ
Ṁiotail ċruaiḋ 'na ṡeasaṁ;
Stairḟiacla fada casta
Séara i ḃfuirm beara
'Na ḋá ġiall duḃa neaṁṁblasta;
Is cé gur ḋaonna é a aṁarc
Níor ḟan air bláṫ ná maise.

Ní coṁráḋ féiṁ ná starṫa
Ná dánta míne deasa
Ná gáire sáiṁ ná sailm
Do ḃí 'na ċraosḃéal ċarraċ,
Aċt drannṫán gruamḋa garg
Búir an leoṁain 's an tairḃ,
Tóirneaċ ruaḋ lae earraiġ,
Fuaim na bpiléar lér creaċaḋ
Gaeḋil i bport Eblana;
Rian an tráile ḟalaiġ
Is dúlamán na mara
Is fuil na laoċ do ṫreascair,
Le faoḃar le feall le cleasaiḃ,
Ar gaċ ball dá ḃallaiḃ beaṫaḋ.

Sruṫ guirt ruaḋ 'na reaṫaiḃ
Go féar ó ḃárr a ṫeangan;
A ruisc go dlúṫ ag faire
I n-áirde ar ḃuiḋin an ġaisce;
Do léimeaḋ sé go ḣabaiḋ
'Na dtreo mar léimfeaḋ naṫair;
A ċraos aigéanta fairsing
Uaṫḃásaċ aige ar leaṫaḋ
Le dúil na laoċ soin d'alpaḋ;
Aċt nuair a ḃíoḋ 'na n-aice
Go ḣárd san aer gan taca,
De ġeit do ṫréigeaḋ taiṫeac,
'S annsoin ar díṫ a ṫapaḋ
Do ṫuiteaḋ faon ar talaṁ
'Na ṗleist ṁóir ċíorḋuiḃ ċnaipe;
'S arís ar ionntóḋ baise
Do ṗreabaḋ sé 'na ṡeasaṁ

Go beoḋa láidir aṫlaṁ,
A ḃéal le fraoċ ar leaṫaḋ,
Faġairt is luas is lasair
'Na ḋá ḟiarḟúil ag bagairt;
Díombáḋ agus dúire is fearg
'Na ḋranntán diaċraċ deacair;
Gan staonaḋ ón ngníoṁ do ċasaḋ
Ar aiṁstraiġ niṁe 's ar ḋrannaḋ
'S ar léimriġ ḟíoċṁair ḟada,
Aċt d'éis a ḟaoṫair ġairce
Do ḃíoḋ gaċ feiḋm i n-airce.

Annsúd do ḃí 'na ḃfarraiḋ
Fiaċ duḃ glóraċ garḃ,
Is í go teann 'na seasaṁ
'S ag luascaḋ a cuirp go seascair
Ar ċraoiḃ ḃig uaċtair dara,
A ḋá sciaṫáin ar leaṫaḋ,
'S a gob ar ḋaṫ an tarra,
Glór daonna aice go blasta
Is céadfaiḋe is intleaċt abaiḋ;
Ḃíoḋ sí ag liúġaḋ 's ag screadaiġ
Is ag síneaḋ amaċ a teangan
Le seanablas niṁneaċ searḃ;
Ní stadaḋ sí den aiṫis,
Ba ċúrsaiḋe grinn dí is magaiḋ
Cruṫ is éaċta an ṁada,
Is a léimriġ suas go haṫlaṁ,
Is a luaiṫe ċoiḋċe ċasaḋ
'Na ablaċ ḋuḃ ċum tailiṁ;

“ Buḋ ḃinn é glór mo ṁada
Aċt ciaċ do luiġe go daingean

'Na scórnaiġ ciarḋuiḃ fairsing
Ó ḃeiṫ ag siuḃal san lataiġ;
A ġaḋair ḋuiḃ ḋána ċleasaiġ,
Déin do ċraos do ġlanaḋ
Is tóg do ċroiḋe agus t'anam
Le braon den diġ do ċleaċtais
I n-am do ḟaoṫair ḋeacair.
Árduiġ ċuġat é, a ṫaisce,
Tóg do laġra ón dtalaṁ,
Sin é, bain greim is daṫad
As giolla an ċeoil let ḃearaiḃ,
Cuir beárna ċréaċtaċ trasna
'Na scórnaiġ ḟuaiḋte ḟalaiġ,
I dtreo ná fuiġiḋ sé feasta
Píob ná mála ġlacaḋ
Ná port feadġaile a spreagaḋ;
Déin ruaig fá'n dtaoiseaċ gasta,
'S an páistín fionn 'na aice
Bain tuairt le feiḋm is leagaḋ air;
Seaċain, sin é, taḃair aire,
Suas leat, suas, a ṁada.
Cad é sin? turus i n-aistear!
Mo ġreiḋin tú, a ṫón sa laiṫiġ!
Oċón, tá an cú boċt marḃ,
Gan ġáir gan ċreiḋill gan sailm!
Is ní ḃfuiġiḋ sé lom ar ċasaḋ
Go deo na ndeor 'na ḃeaṫaiḋ!
Ná fuiġiḋ ṁuis? Féaċ na dearta
'Na ḋá ċnapḟúil ar lasaḋ;
Ó cloisim fuaim a ḋrannaiḋ,
Seo leat arís, a ṁada,
Éireoċaiḋ lem ċuin dar m'anam;
Anois nó riaṁ, a ḋearnait."

# Scamall.

Ar ṫaoḃ mo láiṁe clé ḋearcas
Go maorḋa mór 'na seasaṁ
Cailleaċ árd ríoġḋa leaṫan,
Go dtí soin ann ná faca,
Is dá ngoirtear Mór na Mara;
Traiḋe trí mbeann go daingean
Dá fásgaḋ aice 'na glacaiḃ;
A gruag 'na téadaiḃ casta
Anuas léi fá n-a fallaing;
Ba ṫeann doġluaiste a pearsa
Mar luing fá ṡeol go haindeis;
A huċt 's a brágaid 's a haiġṫe
Suaiḋte báiḋte smearṫa
Ó uanán bán na mara
Is ó úrḟuil mál an ġairce;
A fallaing ḋaor ḃreac ḋaṫaċ
Siar síos léi go fairsing
Saṁail le seolta ar leaṫaḋ;
'S a híoċtar driḃeaċ caiṫte
Trom fliuċ réaḃṫa salaċ
Ó ḃualaḋ an tsáile ġairḃ;
Cleite b'uaiḃreaċ faision
De ċlúṁ gaċ éin ar marṫain
Mar ṁaise ar ḃinn a baiṫis;
Sceon is bior niṁe ar lasaḋ
'Na súiliḃ móra glasa;
Sparán mór léi go talaṁ
Lán den ór ḃuiḋe ġreanta,
Gur ṫáinig glaoḋaċ na gcaṫ air;
Tá a ḃéal anois ar leaṫaḋ
Is é go seang boċt dealḃ
Is gan de stuir ná ḃail air

Ach briuis is fuigleach reatha
Prás gan bhrígh is ceirteacha;
A stór ar fán le sealad
Is gaoth ná n-árd 'gá scaipeadh
I ndúichige i gcéin ó bhaile;
Do bhí ar a honar pairte
Ó gach tír ar dhruim an tailimh,
An t-ódhar 's an buidhe 's an dearg,
Gach dath aca mar a thagadh
Do ghabh sí chúiche i n-aircidh;
Budh dhóigh leat ar a seasamh
'S ar a féachaint dána daingin
Gur léi-se grian na bhflaithear
Muir is aer is fearann.
Ach mar sin féin do mheasas
Gur bh'eagal léi 's gur chathach
Go mbainfeadh truath na ndanar,
An t-anflaith coimhigtheach garbh,
Fuath na mban 's na leanbh,
Fuath na mbeo 's na marbh,
An traidhe lé riaradh tamall
Iasc is rónta is barca
Is tonnta fiadhaine mara
Le fóirneart ar a glacaibh.
'Na haice annsúd ar leathadh
Bhí leabhar breágh órdha fairsing
Gur mhór é a suim ann sealad,
Ach le méid a prádhainne b'annamh
A ruisc 'na threo dhá gcaitheamh,
Ach bhíodh sí i gcomhnuidhe ag faire
Siar soir síos don namhaid;
Is ba mhinic, leis, a hamharc

## Scamall.

I dtreo na spéire 'á raideaḋ,
Ag súil le hárṫraiġe meara
A ċáiṫfeaḋ plaoisc 'na gceaṫaiḃ
Anuas ar ḋruim an tailiṁ
Ag loscaḋ dúnta is bailte;
Aċt dá ṁéid a sníoṁ 's a faire
D'inḟiúċaḋ sí go daingean
An cú 's é ag gaḃáil dá ċleasaiḃ,
Buiḋean an truilt 's an ġairce
Go mbíoḋ sé a d'iarraiḋ a n-alpaḋ,
Is an fiaċ duḃ úd 'ġá ḃearraḋ
Gan truaġ le faoḃar a teangan.

Do leaṫ a croiḋe le haiteas
Ar Ḃéiḃinn ṁaorḋa ċailce
An tráṫ ba léir dá haṁairc
Sluaġ mear tréan a dragun
'Na réim 'na neart 'na maise;
Do ṫiormuiġ déara a dearca;
Do ṫréig sí an ḃuaiḋirt do ċleaċtaḋ;
Do ċuir sí uimpe a fallaing
Uaine uaiḃreaċ ḟada;
Is do ġaḃ le feiḋm 'na glacaiḃ
Slat an ċirt 's an ċeannais;

Buḋ ḃreáġ leat ċroiḋe 'na seasaṁ
An ríoġan uasal arad,
Do sméid sí súil le taiṫneaṁ,
Do ḃagair barr a baise,
Anonn ar ḃuiḋin a searca;
Annsoin do ṡuiḋ 'na banḟlaiṫ
'Na caṫaoir ríoġḋa ġreanta.

Láiṫreaċ baill ḃí an Ainnir
Go sásta féin 'na seasaṁ,
Ba ṁín a scéiṁ 's a pearsa,
Do b'uṁal do ṡléaċt san ḃfaision
Don ḃainríoġain aerḋa ċailce,
Is do labair léi i gcoṁráḋ carad:

"A Ḃéiḃionn ṡéaġain ċneasta,
Anois ós léir dot aṁarc
Do ḃuiḋean ḃreáġ laoċta leanḃ,
Éist, a laoġ, liom tamall
Go gcanfad duain is aiste
'S go scéalóċad daoiḃ a ngaisce."

D'éiriġ an ḃainríoġan ċailce
Go ríoġaṁail saor 'na seasaṁ,
Is do sméid sí anonn le haitear
Go ceannsa ciuin ar an Ainnir;
Do ṡléaċt dí arís go habaiḋ
An Ainnir ṁín tais ṁaiseaċ,
Is a ḋá láiṁ ḃána ḃagair
Ar a raiḃ annsúd 'na haice
San aer 's ar ṫuinn na faiṫċe.

Mar ġéilleaḋ annsoin dá bagairt
Ṫuit ciuineas mór na maidne
Ar spéir 's ar muir 's ar talaṁ;
Do ċoisc an cú dá ċleasaiḃ
Is dá aṁstraiġ nimniġ ġairḃ;
Do léig an fiaċ de ġreadaḋ
Na con le rinn a teangan;
Do stad sluaġ binn an ġairce

Dá nduantaiḃ aerḋa greanta;
Do ċoisc i dtráṫ an ċailleaċ
D'infiúċaḋ ġéar is d'ḟaire;
Na héin do ḃí sna crannaiḃ
Nó ṫuas san spéir ag spreagaḋ
Do ṫréigeadar a gcantain;
Do ċuaiḋ den leoiṫne ċneasta
Gan luascaḋ brat ná fallaing;
Níor ḟan crónán ag beaċaiḃ;
Is fiú na sroṫán reaṫa
    Do tuigeaḋ dóiḃ
    Gur tost baḋ cóir
Is níor ċlos a gceolta meara.

## III.—ARM.

San ċiuineas soin do laḃair
De ċaoinġuṫ aerḋa an Ainnir
Na bréiṫre réiḋe seo ċanfad:

" A ríoġan ċaoin, 's a ċara,
Is fada anois fá'n ama
Do ṡaorċlann-sa ag an gcaillig
Ṁaorḋa reiṁir seo im aice,
Dá ngoirṫear Mór na Mara;
Níor ḃ'annaṁ í ġá dtreascairt
Is ġá ruaġaḋ i gcéin 'na sreaṫaiḃ
Tar tonntaiḃ fiaḋaine mara,
I dtreo gaċ áirde 'á scaipeaḋ;
Mar ruaġann gaoṫ a ṫagann
Le linn an ḟóġṁair 'na gceaṫaiḃ
Duilleaḃar crann is gealṫor;
Ba ṫeann a ḃíoḋ sí ag aiṫḃir
A n-innleaċt árd 's a dteagasc;
Ag lot 's ag leaġaḋ 's ag satailt
Ar ḟeiḋm a láṁ cois baile;
Ag scuabaḋ léi tar calaḋ
A gcuid den tsaoġal 's a n-acṁuing,
Ar ċruinniġ fuil is allus
Fliuċ a gcliaḃ 's a mbaiṫeas;
Ag urḋuḃaḋ spéire a mbeaṫaḋ
Ar a dtréadṫaiḃ maoṫa leanḃ;
Ag teaċt le dliġṫiḃ cama,

Le bruid le dóġaḋ 's le greadaḋ
Idir iad féin 's na flaiṫis;
Is dá ḋeascaiḃ sin níor ḃ'annaṁ
'Sna bliaḋanta so againn caiṫte
T'ógánaiġ ċróḋa cneasta
Ag éirġe suas 'na seasaṁ
I n-aġaiḋ a nirt 's a reaċta;
Fá'm ġríosġaḋ agus fá'm ḋeaċtaḋ
Níor ḃ'ḟuláir leo foḃanna ṫaḃairt
Fá'n aicme ġluais tar calaḋ;
Is bíoḋ nár éiriġ amus
Leo, ná an naṁaid do leagaḋ
Ná ár a sluaġ san ṁaċa,
Do-ċuadar toġa na leanḃ
Ċum báis ar son a scarad
Is a ndúṫċais aoiḃinn raṫṁair,
Fuil a gcroiḋe dá fearaḋ
Ar ṗáircib loma an ċaṫa;
Fé mar ġluaisfeaḋ ṫarainn
Tuile ruaḋ na habann
D'éis raḃarta scuabṫa an earraiġ.
Aċt do b'ḟearr leat ċlann, a ṫaisce,
Síoṫċáin ċiuin 'ná caismirt,
Is do b'ḟearr leo luiġe go haindeis
Leaṫláṁaċ fá réim an reaċta
Do ġeallaḋ dóiḃ ón gcaillig,
'Ná síoṫċáin Dé do stracaḋ
Le cárnaḋ laoċ is dragun.

Ní ḟásoċaḋ aon ní an ċailleaċ
Go dtí gur ġríosuiġ aicme
Do ḃí go sóġaċ 's go seascair

I gcúinne ṫuaiḋ cois mara
It ḋúṫaiġ úir-se, a ṡearc liom,
Aicme ḋúr ḋuḃ ḋeacair
Do sceinn anall tar calaḋ
'S tá ag brúġaḋ ar do ċlainn le scaiṫeaṁ,
Ċum éirġe amaċ go tapaiḋ
I gcoinniḃ réim an reaċta
Do ḃí geallta ḋuit le tamall
An túirse ṫiocfaḋ bail air
Is é ċur ó ḟeiḋm 's ó ṁaiṫeas.

Ba ṫeann iad dream a ceana
Ag géilleaḋ ḋí 's ġá freagairt,
Ag spalpaḋ tréasoin tacair,
Ag liúġaḋ 's ag glaoḋaċ 's ag bagairt
Uile is áir is aiṫis
Mar ḋeaḋ ar ḟluaiġte an airm
Fá riair do ḃí ag an gcaillig;
Aċt ċuġat-sa, a ríoġan 's a ċara,
Do ḃí gaċ ruaig 's gaċ amus
Gaċ bagairt áir 's gaċ masla,
D'ḟonn tú ċoimeád ó ċeannus
It ḋúṫaiġ féin let ṁarṫain.

Ba ġearr gur ċrom an ġramaisc
Ar ṫaiṫiġe faoḃair is airm
Ar ṁáirseail ṁóir 's ar ċasaḋ
'Na mbuiḋeantaiḃ gléasta meara;
Ar ḃeiṫ ag faġáil cóir ċaṫa
Ó ṫíorṫa i gcéin tar calaḋ;
'S ba ċruinn do ḋún an ċailleaċ
A súile i sliġe ná facaiḋ
Na hairm láṁaiġte 'á slad leo.

Do ḃíoḋg a croiḋe san ċaillig
Nuair ċonnaic sí sluaġ mór leaṫan
Is faoḃar aca 'na nglacaiḃ
Ċum smaċt do ċur gan taise
Ar do ḃuiḋin-se, a ríoġan na maise;
Ar sí léi féin: do ġeallas
Reaċt nua do ċur gan aga
I ḃfeiḋm do Ḃéiḃinn ċailce;
Aċt ní misde 'o Ṁóirín feasta
A láṁ aniar do ċrapaḋ

Ba ġairid damsa 'á freagairt,
Is ní le bréiṫriḃ meala,
Ná le hairtiḋiḃ baoṫa leaṁa,
Mar ḋeinid luċt na maiṫeas
De ġnáṫ san tiġ tar calaḋ;
Aċt le cur i gcroiḋe gaċ dalta
Det ḋaltaiḋiḃ óga meara
Gráḋ do ṫír a n-aṫar,
Dá sprioraid, dá réim, dá teangain,
Ná múċfaḋ fuil 'na frasaiḃ
Ná ceo duḃ duḃaċ an ċaṫa;
Is i gcroiḋṫiḃ cléiḃ na ḃfear soin
Do ṡíolċuir mé ar an aiste
Anois adéarfad leat-sa:

'A ċlann na gcaoinḟear
Don naṁaid nár stríoc troiġ
Ó aimsir Ṁíleaḋ,
Éistiġiḋ lem smaointiḃ,
'S an teagasc ríoṁaim-se
Cuiriḋ ċum críċe é;

Is breáġṫa is aoiḃne
Is gile an tsaoirse
'Ná lasaḋ is soillseaċt
Na gréine sceinntear
Den tsneaċta luiġeann seal
Ar réiḋtiḃ ísle
'S ar ṡléiḃtiḃ míne
Ar fuaid scéiṁ na tíre;
Is 'ná an lil 's an lítis,
Is 'ná an cuḃar a ċítear
'Gá luascaḋ ag gaoiṫ amuiġ
Ar ḃarr na taoide.

Is binne a friotal
Le croiḋe na gcuraḋ
'Ná spreagaḋ milis
Na dtéad le fuinneaṁ,
'S 'ná an ceol a ċuireann
Sólás i gcroiḋtiḃ
Diaḋa druinge
A ḃíonn ag guiḋe
Fá ḋíon na cille.

Is mílse blaiseaḋ
Na saoirse ċaraim
Lem ċroiḋe 's lem anam
'Ná suan beag cneasta
Um ló le leanḃ;
'Ná bláṫa daiṫte
San ṗáirc le beaċaiḃ;
'Ná teaċt an earraiġ
'Na riṫ le ceaṫraiḃ;

'Ná deoċ ar aḃainn
Ḟionnḟuair 'na ṫairteal
Le fánuiḋe tartṁar
I lár an tearḃaiġ.

Sluaiġte daoine
A ḃíonn go síorruiḋe
Ag ól go maoiḋteaċ
'S ag caiṫeaṁ bíḋ ṁaiṫ
'S ist-ló le díċeall
Ag treaḃaḋ na gcoinnleaċ
'S ag cartaḋ an aoiliġ
Ar ḃántaiḃ míne,
'S i riṫ na hoiḋċe
'Na leabaiḋ sínte
Fá ċnead na scíse
Ag cogaint círeaċ
A mbróin 's a smaointe;
Muna ḃfuiġtear saoirse
Agus saoġal le mílseaċt
Is beag mar ḃríġ iad
Aċt mar ḃeaḋ caoiriġ
Nó ba go mbítear
Ġá gcrúḋaḋ, ġá scaoileaḋ
Ar fuaid na mínte,
Is béic is caoiċnead
'Na mbéalaiḃ ċoiḋċe.

Ní bríġ ná éifeaċt
Smaointe saora,
Ná cainnt ḃreáġ ḃéasaċ
Ná nósa féiṁe,

Muna ḃfuiġtear féin ḃeag
Dá dtoraḋ taoḃ leo,
Is gan a n-éirim
D'ḟágaint d'aontoil
Ag dream an ċéarta.

Uċ, caidé an ṁaiṫeas
Ceaṫra is capaill,
Maoin is fearann,
Árus slaċtṁar,
Éadaċ fairsinn,
Is gan dá gcaiṫeaṁ
Aċt daorán aindeis
Fá ḋuḃrmaċt daingean
Idir ċorp is anam
Ag treiḃ tar calaḋ?

Ní do ḋaoráin leaṁa,
Gan ṗreab gan anam,
Tig scéiṁ ar ḃailtiḃ
Le gréin an earraiġ
Ná bláṫa deasa
Le linn na maidne
I gclúid ḃig ḟeascair
Nó i mbun na leacan
Nó ar ḃruaċaiḃ aḃann;
Ní dóiḃ do leaṫaḋ
Muir ná talaṁ,
Ná spéarṫa glana
'Na mbíd 'na ḃfrasaiḃ
Na réalta ar lasaḋ;
Ní dóiḃ a ṫagann
Lán na mara

'Na tuile neartṁair
Tar druim na gcarraig
'S na n-aillteaċ leaṫan.

Críoċ gaċ donais
Ógánaiġ gile
D'oileaṁaint go cliste
Is do ṫaḃairt ċum suime
Is ċum bláṫ a gcumais,
Is a nduaḋ 'gá ḟulaing
Ag máṫair ṁilis
Le brón 's le tuirse;
Í féin go singil
I n-aiscid ag feiṫeaṁ
Le caḃair a gcumainn;
A neart 's a ḃfuinneaṁ
'S a spiorad 'ġá milleaḋ
Fá ualaċ dliġṫe
'S fá ḋuais na bruide.

Go bráṫ ní gnaoi liom
Stát gan saoirse,
Dá ṁéid a maoin sin,
'S dá uaisle a haoiḃneas;
Do b'ḟearr liom luiġe amuiġ
Fá ċeo na hoiḋċe,
'S fá niṁ na gaoiṫe,
I ḃfásaċ cíorḋuḃ,
'Ná ḃeiṫ im ríoġḟlaiṫ
Fá smaċt ag daoiṫiḃ.

A ġaoṫ na mire,
Seol-se is innil

Ċugam tar cnocaiḃ
Neart is fuinneaṁ
Ċum tír na gcumann
Do ḟaoraḋ ó ḋonas
'S ó smaċt na ḃfuireann
Ṫug ár na gcuraḋ.

Gráin mo ċroiḋe-se
Ar an gclaḋaire ḋíolfaḋ
Cáil a ṫíre,
A réim 's a saoirse
Ar ór ná ar ṁaoin ḃig;
Is níor ḃ'ḟearra ċoiḋċe
An dúirse scaoilfeaḋ
A ceart le daoiṫiḃ
Gan láṁ do ḟíneaḋ
I gcaṫ ná i gcoiṁeascar,
Is gan fuil 'na linntiḃ
Do ḃaint le claiḋeaṁ maiṫ
A sluaiġte a naiṁde.

Codail, a ḋalta,
Tá an lá so fada,
Beiḋ an ġrian ag taiṫneaṁ
Ar ball go fairsing;
Scaoil-se ṫarat
An naṁaid ar eagal
Go ngeoḃaḋ de ḟlataiḃ
Ar ḃarr do ḃaiṫis.

Greadaḋ is fail ort,
A ṁaotáin ṁeaṫta,

Éiriġ it ṡeasaṁ
Seo ċuġat an naṁaid;
Ná bain le caṫa
Ar a ḃuiḋin do ḃagairt;
Cuir fáilte is daṫad
Roiṁ ṫréad a ḋragun;
Uṁluiġtear, feactar
Glúin go talaṁ;
Póg an ċeana
Taḃair go cneasta
Don láiṁ do ṫreascair
Don ḃéal do ṁarluiġ
Clann na gcarad;
I ḃfad ó ḃaile
Bíoḋ 'gá leaṫaḋ
Cáil is fearta
Na sluaġ lér creaċaḋ
An tír seo ċaraim;
Iompuiġṫear as soin
Aġaiḋ gan eagal
Ar ċoṁarsain ṁaiṫe
Is ar ġaoltaiḃ ċeana.

Tír gan saoirse
Sin talaṁ íseal,
Fuar fliuċ dríbeaċ,
Duḃċeo 'na luiġe uirṫe,
Aiḃne tríṫe,
'S a nglór ní haoiḃinn;
Sin tiġ ná bíonn ann
Aċt buaiḋirt is bruiġeanta
Is gleo 'gá muinntir;

Sin cruit nár ġnaoi leat,
Cruit ḃriste scaoilte,
Gan ċéir gan ċaoinġuṫ;
Sin carcair scíse
'Na gcloistear coiḋċe
Uaill is caoiġol;
Sin spéir na hoiḋċe
Gan ré le soillseaċt
Ná réalt dá laiġeaḋ ann.'

An laoi sin nuair do ċanas,
Is nuair ċuireas í go daingean
I n-uṁail dot ċlainn-se, a ḃanḟlaiṫ,
Níor ḃ'ḟada an ṁoill gur ċeapas
Gur cuireaḋ spéis im ṫeagasc
Ó ċorruiġe croiḋe gaċ dalta
Le gráḋ don tsaoirse ċaraim;
'S i gcoim na hoiḋċe im leabaiḋ
'San ċiuineas ṁór do ḃraṫainn
An duain seo im ḋiaiḋ 'ġá casaḋ,
Mar ḃeaḋ sí ag éirġe im aice
Go Gaeḋealaċ as an dtalaṁ,
Ġá leaṫaḋ féin go fairsing
Tré néalta duḃa na ḃflaiṫeas,
Guṫ breáġ séiṁ do leanḃ,
An ógḃuiḋean úd do ḟearcais;
Ba ċeolṁar é is ba ḃlasta
Is seo mar ḃíoḋ dom ḟreagairt:

'Éist, airiġim é,
Fuaim neaṁċuiḃeasaċ
Milis aoiḃinn,

'Ġá leaṫaḋ im ṫimċeall;
Leoiṫne binn é
Ag gabáil tré ċoilltiḃ,
Nó an sluaġ siḋe sin
Ar a dtráċtaid saoiṫe
Cois leasa ar ṫaoiḃ ċnuic
Ag déanaṁ aoiḃnis;
Ní heaḋ, aċt caoinġuṫ
Réiḋ na saoirse
Tá ag cur a smaointe
I lár mo ċroiḋe istiġ.

Dé ḃeaṫa it ḃríġ nirt,
'S it ṡláinte, a ríġḃean,
Do ġuṫ is mílse
'Ná ceol na ḃfíorċrot
Is 'ná labairt aoiḃinn
Na cuaiċe ar ínse
D'éis teaċt i dtír dí
Tar éis scaipeaḋ gaoiṫe
Is fuaċta an ġeiṁriḋ.

Is fada ċíos dúinn
Fá ṡáil na daoirse
'S fá ualaċ scíse
'S gan triaṫ 'n-ár gcuiṁdeaċt
Do réiḋfeaḋ sliġe dúinn.

'Sna startaiḃ aoiḃne
Do ċeap ár sinnsear
San Ḃéarla binn sin
Na Féinne fíoċta,

Tá tráċt le líoṁṫaċt
Ar ṡaoġal 's ar ġníoṁarṫa
Curaḋ is míleaḋ
Gur ḃeag leo ċoiḋċe
A gcuid fola scaoileaḋ
Fá ḃánta an ċoiṁeascair,
Ar do ṡon-sa, a ṁaoin liom;
Is ní mise an millteaċ
Ná geoḃaḋ an tsliġe sin
I n-ar ġaḃ le díoġrais
Gaċ ceap is taoiseaċ
Riaṁ ba ġnaoi leat;
'S dá ḃfuiġinn-se an ċaoi air
Ḃéarainn ṁ'inntleaċt
Is fuil mo ċlíṫiġ
Ċum do ḃrataċ soillseaċ
Fá réim do scaoileaḋ
Is é ċur le gaoiṫ ġil
Ós cionn gaċ ríoġḃruiġ.

Tréigfead caoinḃean
Is clann is muinntear
Is maoin mo ṫiġe-se,
Is na gaolta ċlaoiḋ liom
Fá ċeo na daoirse;
Tréigfead buiḋeanta
Is cóirsiḋe an aoiḃnis
Mar a mbínn seal
I ḃfoċair saoiṫe
An ċeoil 's an ḟíorḟuilt.

A ḃríḋeaċ ċaoin ġeal
A Spioraid na Saoirse,

Glac mé it ċuimḋeaċt,
Lar an tsliġe ḋam,
Go maċa an ċoiṁeascair,
Le taiṫneaṁ aoiḃinn
Do ġné 's do rinnrosc;
Is geoḃad gan ṁoill leat,
Is faoḃar im ċruinnġlaic,
Mar ṡúil go dtiġeaḋ liom
Dream an ḟill ḋuiḃ
Tar sáile ḋíḃirt.

Is má ċaillim ċoiḋċe
An casán cuiḃe sin,
Le ceo na hoiḋċe,
Nó le gangaid nimniġ,
Ceol de ḃinnṡruṫ
Do ġoṫa scaoil-se
Róṁam 's im ṫimċeall,
'Sé ġríosóċaiḋ m'inntinn
Is a ḋéanfaiḋ cinnte
Eolus sliġe ḋam.'

Mar ċuala féin im leabaiḋ
An sárrosc soin dá ċasaḋ,
Mar ṫiocfaḋ ó gaċ dalta
Det ḋaltaiḋiḃ tréana garta
I ngaċ áird d'oileán a searca,
Níor ṁall im ṡuiḋe mé ag preabaḋ,
Is ag brostuġaḋ a spiorad 's a dtaiṫeac
Do ḃronnaḋ ar ṫír a n-aṫar,
Dá cur fá réim i gceannus:

'Éiriġiḋ, a ċlann, ḃar seasaṁ,
Tá an ġaoṫ aduaiḋ ḃar leaṫaḋ,
'Sis baoġlaċ liom go sladfar
Gan ṁoill ó ríoġain ḃar gceana
A maoin 's a réim 's a flaiṫeas,
'S ná fuiġiḋ sí an reaċt do ġeallaḋ
Fá ṁionn dí leis an gcailliġ,
Muna gcuirfe ḃar ḃfórsaiḋe eagal
Ar an ndream leastuaiḋ cois mara,
Gníoṁarṫa láṁaiġte a ċleaċtann
Oiḋċe is lá agus maidean,
'S ar ḃuiḋeanta gallda ċeaduiġ
A ngunnaiḋe d'ḟáġáil i ganḟios.
Gluaisiḋ-se, deiniḋ cleaċtaḋ
Ar láṁaċ 's ar iomċar airm,
Bailiġiḋ 'n ḃar ngasraiḋiḃ maiṫe,
Éiriġiḋ i dtaiṫiġe an ċaṫa,
Le ċéile claoiḋiḋ go neartṁar,
Deiniḋ eolus fearann
Bailte puirt is calaḋ,
Gaċ aḃainn is coill is carraig,
Gaċ sliaḃ is beann is leaca,
Ar fuaid oileáin an teagaisc.

Séanaiḋ ól is faisinn,
Tréigiḋ gleo 'gus caismirt
Ar ċrosairiḋiḃ is ar faiṫċe,
Cuiriḋ dúil i dteangain
Ḃar sinnsear ríoġḋa raṫṁar
Atá fá ċeo le tamall,
'S ná bíoḋ ḃar spéis i gcleasaiḃ
Baoṫa millte masla

Na ḋruinge léim tar calaḋ,
Is ná ḋearṁadaiḋ paidir
Le cráiḃteaċt ċaoin do ċleaċtaḋ.
Ní hí an Ḟrainc ná an Afraic
Ná tír i gcéin ó ḃaile,
Go ḃfuil gáḃaḋ aice le nḃur gcaḃair.
Aċt inse Ḃriain is Ċeallaiġ,
An treoid seo is glaise fearann,
Is áilne gné 'gus taiṫneaṁ
Dá ḃfuil d'oileánaiḃ deasa
I linntiḃ réiḋe na mara;
'S an ríoġan ġeal ṁioċair ċailce
Ḃéiḃionn aerḋa an aitis
Dár ḋual oileán na maise,
Is fiú í fuil ḃar scart-se
Ar ṁaċa an ċoiṁeascair d'ḟearaḋ,
Ḃar sláinte cuirp ḃar maiṫeas
Is feiḋm ḃar nirt do ċaiṫeaṁ
'Gá seolaḋ i gcéim 's i ngradam;
Ċúiċe bíḋ-se ag dearcaḋ
'Na breáġṫaċt oiḋċe is maidean,
Í séiṁ tais mioċair maiṫṁeaċ,
Í cróḋa ciallṁar cneasta,
Í brúiġte leointe creaċta,
D'ḟonn go ngríosaḋ aṁarc
Ar scéiṁ a gné 's a haiġṫe
Ċum coṁraic cruaiḋ ḃar n-anam;
Mar dá ḟaid daṁ féin ar marṫain
Is mo ṡiuḃal-sa i gcéin ó ḃaile,
Níor ḃuail liom riaṁ im aistear
Scéiṁ is breáġṫa taiṫneaṁ,
Snúis is soillsiġe lasair,

Croiḋe is luaiṫe preabaḋ
Ar son na saoirse ar talaṁ.'

Ġríosuiġeas mar sin lem sdarṫaiḃ
An spioraid i gcroiḋe gaċ dalta,
'S is fonnṁar d'aontoil abaiḋ
Do ġéilleadar dom ṫeagasc;
Agus fé mar ġluaiseann lasair
Tré réiḋċnoc fraoiġ is aitinn
'S an ċamaġaoṫ 'gá ġreadaḋ
'S i dtreo gaċ áirde 'á scaipeaḋ,
Do ġluais mo ḃréiṫre trasna
Ó Ċualainn siar go hAcaill
'S ó Ṁálainn suas go Maċain;
Ba ġearr 'na ḋiaiḋ go ḃfaca
Sluaġ mór líonṁar fairsing
D'ógánaiḃ luaṫa meara
Ag taiṫiġe láṁaiġ is gleaca
Ar ḃántaiḃ réiḋe 's i mbailtiḃ
Tuaiṫe Fódla an ḟlaiṫis;
Fé mar léiġid luċt feasa
I nGréigis binn 's i Laidin
Gur éiriġ as an dtalaṁ
Na fir 's an faoḃar 'na nglacaiḃ,
Is iad fá éide slaċtṁar,
Mar ar cuireaḋ fiacla fada
Na péiste gránna leagaḋ
Le turainn laoċda Ċadmuis.

Ag buiḋeanta cróḋa 'á gcleaċtaḋ
Ḃí faoḃar is láṁaċ is amus,
Casaḋ is siuḃal is seasaṁ,

I bpáirc 's i sráid 's i gcaṫair;
Do ḃí aca taoisiġ meara
Do ċuir spéis i ḃfoġluim ġaisce
Is gur ḃreáġ leo riaṁ an t-anam
A ḃí ag cur lúiṫ 'na mballaiḃ
Do ṫabairt ar ḟód an ċaṫa.

Ba ġríosuġaḋ fós dom ġasaiḃ
An troid do ḃí le tamall
I dtíorṫa i gcéin ar lasaḋ,
Mar a ḃfaca an saoġal a n-airm
Ag státaiḃ móra 'á nglacaḋ
Mar ḋíon ar ḋúiṫċiḃ laga,
Is mar ḟuascailt ar gaċ aicme
Do ḃíoḋ fá ḋaoirse ag gallaiḃ.

Ní haon ċomórtas ceart é
An sluaġ soin d'uaisliḃ gasta
Do ċur i nduain ná i bpratainn
Le sluaġ na nUltaċ ngarḃ
A leaḃar a ṫug don ċailliġ;
Is leoṁain é i ndiaṁraiḃ glasa
Na gcoillte i gcéin le hasail
Ḃána i ḃfus ag screadaiġ;
Nó táin ḃreáġ láidir tarḃ
Ar ḃáinsiġ ṁín 'na seasaṁ
Le pocáin gaḃair 'na sreaṫaiḃ
Ag dul fá scáṫ ón ḃfearṫainn
I ḃfuiṫin allt is ċarraig;
Nó seaḃaic ṫréana meara
Fá réim san spéir ġil ḟairsing
Ag taḃairt foḃa fá éanaiḃ reaṫa

Le gealḃain ḃaoṫa ar neadaiḃ
Fá ḃuaic sciobóil neaṁḋaingin.

Ġaḃ eagla annsoin an ċailleaċ,
Is do ċrom sí anuas i ganfios
Le cleasaiḃ niṁe is le gangaid
Is le huirce fill fá ṫalaṁ
Ar ḃarr easaonta is meaḃail
I measc na laoċ do leaṫaḋ;
Ġá gcráḋ 's ġá gcéasaḋ sealad
Le dliġṫe daora casa;
Do ruaig a gcinn tar calaḋ,
Mar ḟúil leo uile a ḃascaḋ
Is le miosgán mearaiġe a leagaḋ
Mar an sluaġ soin d'ḟás ón dtalaṁ
Do ṁill a ċéile i spairinn.

Ó Luan go hAoine d'ḟaireaḋ
Tiġ is triall gaċ dalta
I dtreo go ḃféadfaiḋe airm
Do ḃaint ar ḟliġe nár ḋleaġṫaċ
Le fóirneart as a nglacaiḃ;
Is do ġríosuiġ cuid dá maṫaiḃ
Dream an fill le startaiḃ
Is le hór breáġ buiḋe 'na mbasaiḃ
Ċum troda it aġaiḋ-se, a ṫaisce.

Is na taoisiġ sluaġ nár smaċtuiġ
Easuṁlaċt dúr na ḃfear soin
Do ḃí fá réim a gceannais,
Aċt do ḃí de ṡíor 'ġá meallaḋ
Ċum áir is feannta an ċaṫa,
Sin iad go léir fá ġradam
'S ag fóġnaṁ ṫall don ċailliġ.

Is tráṫ dár fuaduiġeaḋ airm
Tar sáile d'ḟonn a dtaḃairt
'Na láṁaiḃ dot ḟiannaiḃ maiṫe,
Do scaoil sí a táinte breaca·
Ar fuaid na n-árd 's na mbealaċ,
Ag láṁaċ na ḃfear 's na leanḃ
Gan ċúis gan aḋḃar san ċaṫair;
Aċt tugaḋ scéala i ganḟios
Ċum na dtaoiseaċ ar a gangaid,
'S ar spreill na sliġe 'n-ar ṁeas sí
Iad do ḋingeaḋ i gcarcair,
'S an faoḃar do ḃaint a glacaiḃ
Na ḃfear a réir do leanaḋ,
Is áruis ġlé agus daingin
Na mál do b'uaisle teastas,
Do b'aoirde céim is gradam
Dá raiḃ le faġáil san ċaṫair,
Do ċur fá ġárdaiḃ airm
An faid a ḃeaḋ an ġramaisc
Gan srian 'ġá lot 's 'ġá gcreaċaḋ.

'Sí coṁairle annsoin do ceapaḋ
Le buiḋin ḃig díoḃ nár ṁeaṫta
An fód go teann do ḟeasaṁ,
Is gan a gcóir ḃeag caṫa
Do scaoileaḋ leis an gcailliġ;
Feiḋm a ngéag do ċaiṫeaṁ
I n-aġaiḋ na n-aṁus ar maċa,
Go ndoirtfiḋe fuil 'na frasaiḃ
'S go ndéanfaiḋe cárnaḋ 's treascairt
Ar ḟluaiġtiḃ dána dragun.
Má b'aiṁlear dóiḃ an ḃeart soin

Orm féin is ar mo ṫeagasc
Bíoḋ 'na ualaċ aiṫiġ
Milleán an ġníṁ 's an aiṫis.

'Sé scaoileann sruṫ lem leacain
An sluaġ d'ógánaiḃ greanta,
Gur ṁaoṫ a gcuirp 's a n-aiġṫe,
'S nár ċruaḋaiḋ an saoġal a n-anam,
'S nár ḃ'ḟada ó aois na leanḃ
Go luaṫ san ár dá leagaḋ,
Sar ar ḟás a meaḃair ná a maiṫeas;
Mar bainfiḋe i nDeireaḋ an earraiġ
I ngáirdín ċluṫṁar seascair
A craoḃċaiḃ áilne blasta
Beaḋ d'éis a mbláṫ do ċaiṫeaṁ
An toraḋ glas neaṁabaiḋ,
Sar a mbeaḋ an ċaoi ag taiṫneaṁ
Na gréine é ċruaḋaḋ 's é ḃreacaḋ
Ná scáil is ruiṫne is lasaḋ
Do ċur i gclóḋ 'na ċneas soin.
Aċt is tinne fós lem scairt-se
Na taoisiġ groiḋe gan ainniṁ
Le héide scar 's le hairm,
Is le fonn do ṫug a n-anam
Isteaċ 'na láiṁ dá naṁaid,
De ċionn na buiḋeanta lean iad
Do ḟaoraḋ ar ár an ċaṫa;
Mo ċeasna iad 's mo ṁairg
'Gá mbaint dá dtreoir i gcanḟios,
'Gá ndaoraḋ i gcúirt
'S á dtraoċaḋ i gcúil
Le piléaraiḃ búr i mbearraic.

# IV.—Gaisce.

Ins na startaiḃ scríḃid
Éigse is saoiṫe
Caidé an gníoṁ soin
Is uaisle ríoṁṫar
Nó is greanta gnaoi linn,
'Ná bás is ídiuġaḋ
Laoċ is míleaḋ
Ar ṁaċa an ċoiṁearcair
Nó i gcarcair niṁniġ,
Nó bás ar sliġe ar biṫ
Ċum buaiḋ na saoirse
D'ḟaġáil dá muinntir
Is do ċlann a dtíre,
Ċum a bpruid-se a scaoileaḋ,
Is a buaiḋirt do ḋíbirt,
Is áḋḃaċt is aoiḃnear
Do ċur 'na croiḋe istiġ.

Dá ḃríġ sin canfad
Duain is aiste
Ar ḃuiḋin a ċaraim,
An sluaġ lér ceapaḋ
A lúṫ 's a dtaiṫeac
A n-inntleaċt abaiḋ
'Sa ḃfuil 's a n-anam,
Bláṫ is maise
A n-óige i n-aisciḋ

Do ṫabairt gan ċaraḋ
Do ṫír a n-aṫar,
Ag neartuġaḋ a ceannair,
Ag méaduġaḋ a gradaim,
Is 'gá díon ar naṁaid;
Dream beag d'ḟearaiḃ
Go luaṫ do leagaḋ
Ar lár tré ġangaid
Le piléir ag gallaiḃ
Cois fallaiḋe i mbeairric.

Fuaim is callaireaċt
Ag gunnaiḋe garḃa
Tré lár na caṫraċ
Ón Luan go Saṫarn;
Tiġṫe á leagaḋ aca
'S gá ndóġaḋ sna lasraċa,
Saiġdiuiriḋe malluiġṫe
'Na sluaiġtiḃ leaṫana
Ag triall tar fairrge
Ó ṗáirc 's ó ḋaingean ann;
Mná agus banaltrain
Ag liúġaḋ 's ag sceartaḋ guil
Is a mbasa á ngreadaḋ acu;
Páirtiḋe ceannḟionna
Ag crit le hanaiṫe,
Is teinte 'á leaṫaḋ amuiġ
Oiḋċe is maidean ṁoċ.

Aċt níor ċuir soin eagla
Ar an ógḃuiḋin ċalma,
Teinte greaduiṫe,

Tuitim falla orṫa,
Ná piléir na n-allaċon;
Ba ḋílis d'ḟanadar
San áit do ceapaḋ dóiḃ
Go críċ na seaċtṁaine,
Gan beann ná meas aca
Ar na táintiḃ eaċtrann
Do ḃí 'ġá mbascaḋ aca
Is a gcnáṁa 'ġá ngearraḋ aca
I ngaċ sráid san ċaṫair ġil.

A ṡeaċtṁain úd an áir,
'S na buairḋearṫa nime seo um Ċáisc,
Do ḃrúġais mo ċroiḋe-se im lár,
Mar is iomḋa leanḃ bán
Is gliaḋaire laoċta lágaċ
Atá fágṫa it ḋiaiḋ go tláṫ
'Na luiġe san úir go bráṫ,
An féar ós a gcionn ag fás,
Is gan casaḋ dóiḃ i ndán.

Ṫoir is ṫuaiḋ is ṫeas is ṫiar
Do ḃí cruinniuġaḋ na gcliar,
Is ní ar bán ná ar ṡliaḃ,
Aċt sa ċaṫair b'áille riaṁ;
Is mar eaċra groiḋe gan srian
Do ġaḃadar súd go dian
Múr na litreaċ do riar,
Cúirt an dliġiḋ is na bpian,
Daingean na mbrioscaḋ ḃfial,
Is áras léiġinn na liaiġ
Is an lionnlann ṁór 'na ndiaiḋ.

A ṡrúill do ṡileann
Tré ḋúṫaiġ Ċnuċa,
Is tú do ċonnaic
Túrnaḋ is milleaḋ
Laoċ is curaḋ;
Leagaḋ is tuitim
Na ḃfallaiḋe mbriste;
Caoirġil ṫeineaḋ
Ċoiḋċe ag iṫe
Siopaiḋe is tiġṫe,
'S ag dul gan fuireaċ
I dteoġaċt 's i mire,
Is a blaoḋm sa ḃfeirmint
I gcéin le feicsint
Tar sléibte loma
Is tar tuinn na loingeas;
Cóirtiḋe ag filleaḋ
'S ag dul i gcoinniḃ
Na n-oṫar ngonta;
Mar do b'iomḋa curaḋ
'Na luiġe go singil
Gan ḟóir gan ḟuiṫin
Is an ḟuil ag sileaḋ
Ar a gcneáḋaiḃ 'na tuile.

Mo ġráḋ go doiṁin im scairt
Mo laoċra is cinn na ḃflaiṫ,
Is nuair glaoḋaḋ oraiḃ amaċ
Ċum breiṫ ar arm 'nḃar nglaic
Is dul i n-aġaiḋ na Sacs
Do ḃaint réim ḃar saoirse amaċ,

Níor ḟanaḃar le cead
Ó aṫair ċroiḋe, ó ṁac
Ná ón mnaoi lér ċlaoiḋeaḃar seal;
Níor stadaḃar ċum slaċt
Do ċur ar ḃréid ná ar ḃrat;
Aċt siúd ċum siuḃail gaċ fear
Is gaċ páirte ionnraic glan,
Is duine agaiḃ riaṁ níor ċas
Ar a árus féin ón gcat;
Mar do b'í do ġlaoiḋ gaċ gas
An ċúilḟionn aerḋa ṫais
Do ḃí 'na céile seaċt
Ag Laoġaire ag Conn 's ag Art
'S ag Brian na gcliar le neart
Ċuir tréad na nGall fá smaċt:
An spéirḃean riaṁ nár ċar
An tasaċt ná an droiċṁeas,
An ḃéiṫ do túrnaḋ seal
'Gá goin le claiḋeaṁ 's le ga,
Gur ṗléasc a croiḋe 's a scairt
'S gur ṡil a fuil ar sraiṫ,
'S gur ṫuit an ḃáḃ 'na cnap
I ḃfanntais áir go lag;
Do b'uṁal gaċ laoċ ag teaċt
Fá ḋéin a clóiḋ le searc,
Ċum ruagairt ar a ceas
Is ċum pléiḋe le fonn dá ceart.

Mo roġa siḃ is mo ġean,
Is d'éiriġeaḃar amaċ
Go ḃfuiġeaḋ ḃar ríoġan an reaċt
Ba ḋual dá réim 's dá neart;

Mar gur fada ḃí fá smaċt
Agus gaill an ḟill dá slad,
Is fuil a laoċ 's a flaiṫ
Dá dortaḋ indiu gan ḃail
Ar ṁaċairiḃiḃ tar lear.

Mo ṡolas siḃ 's mo ṡearc,
'S ba ṁiṫid dá clann ṁac,
Go raiḃ 'na gcroiḋe aon ṗreab,
Triall i n-aġaiḋ na ḃfear
Ḃí ag deol a cléiḃ le hairc,
Is gabáil 'na dtreo le slait
'S a ruagaḋ anonn tar lear
Nó a ḃfágaint tinn san treas,
Is sceannraḋ ċur go prap
Ar an ndream so i ḃfus do ṁeaṫ
'S a ḃíonn ag cainnt go leaṁ
Ar na pianta atá 'ġá slad;
Is 'gá ráḋ go raiḃ ag teaċt
An lá 'na ḃfuiġeaḋ sí a ceart
Is ná cuirfiḋe an dát i ḃfad;
Is gan de ḃríġ ná ṁaiṫ
'Na nglórṫa soin aċt cleas,
An duḃ 'a ċur 'na ġeal
Ar ċáċ 's iad féin fá raṫ.

Ní ḋéanfainn ċoiḋċe stad
Dá molainn tréad na mban
De réir a n-éaċt san ċaṫ;
De ló agus d'oiḋċe d'ḟan
Gaċ ainnir ṁaorḋa ṁaiṫ
'Na cúrsa féin 's níor ṁeaṫ

1 mbeárna an ḃaoġail don ċeart,
Gan múirniún suain do ṫeaċt
Do ṁaoluġaḋ rinn a dearc;
Ba ḟaoṫraċ í gaċ bean
Is gaċ óggar mná le mear
Ag breiṫ scéala ó ṫuaiḋ 's ó ḋear
Ó ḟuiḋeaċán sluaġ na ḃfear,
I n-aiṁḋeoin claiḋeaṁ is ga,
Ag díon na n-oṫar lag
Ḃíoḋ sínte tréiṫ gan ḃail
Is an ċaise ruaḋ le neart
Ag sileaḋ leo go prap;
Ag cur na n-arm i nglaic
Gaċ fir go leoṁanta mear;
Ag soláṫar lóin le teas,
'S ag síorġríosuġaḋ na ḃflaiṫ.

Mo ċumann síḃ is mo raṫ,
Ḃí dian-ġáḃaḋ leis an ngean
Tugaḃar d'aonṁnaoi Airt:
Mar ḃí dream an uaḃair 'ġá braiṫ
Is 'ġá cuimilt riaṁ le bais,
Ag deol a cíoċ le hairc,
Is gá ráḋ gurḃ ise a searc;
Is go mbíḋís féin is fear
Ag bagairt súl go leaṁ
Ar ṁnaoi na troiḋe 's na ndaṫ
Atá annso 'na beo lem air,
'S ag fásgaḋ a hóir 'na nglaic
Is ag aoiḃneas fá n-a brat.

Mo ċiall 's mo ṫaca sib,
Ba ṫeann neaṁeaglaċ
Do luiġeaḃar ar ċaṫa ċur
I gcoinnib garḃ-ṫrup
Is sluaġ na n-allaċon;
Is gan ar fad agaiḃ
Aċt buiḋean ḃeag armṫa
Fá sċáṫ ḃar mbrataċ-sa;

Mo ṡearc sib 's mo ṫéagar
Is riaṁ níor léiġeas-sa
I stair na Gréige,
Ná fós i scéaltaiḃ
Na Róṁa 's na hÉigipt,
Tráċt ná téaxa
Ar gaisciḋiḃ saora
Do ṡáruiġ éaċta
Ḃar lám-sa i dtréanċaṫ.

Gaċ curaḋ mórḋa
Niaḋṫa nósṁar
Do ṡeas an fód soin,
Ní ar lorg óir ḃuiḋe
Ná cáil na glóire
Do ḋein sé coṁrac,
Aċt le súil go dtógfaiḋe
A ṫalaṁ glórṁar
Fá réim go cóṁaċtaċ
I measc stát na hEorpa.

Mo ṁaoin 's mo ṁaise sib
Is ní'l stát tar farraige

Do ḟéadfaḋ gorraḋ
Do b'uairle calmaċt
**Míne is cartannaċt**
Is dúṫraċt anma
'Ná siḃ-se a ċaraim-se,
An líon-san caṫa agaiḃ
Do ċur ar maċaire
Ar ór ná ar airgead;
Ní hól ná ragairne
Ná scléip do b'ḟearra liḃ
Ná ógṁná gealaċneis,
Aċt béiṫ agus banaltra
Ruiriḋe an treanċais
Fé mar d'ainmniġ
Éigse i bpriatainn í.

Mo ċuisle 's m'aċṁuing siḃ,
'S is mór mór eadraiḃ
Is tréad na nGallaċon
Do réab an ċaṫair ġeal
Le teinte greadaiṫe;
Mar do b'iad do b'eaglaċ
Go bḟuiġdís bata uaiḃ
San ċliaṫán anacraċ;
Luċt meirce is aċrainn,
Luċt buile is dearguilc,
Do láṁuiġ na fearaċoin,
Gan ṗáis gan sagartaiḃ,
**'Ġá sáṫaḋ i dtalṁain**
I ngeárda a mbeairricíḋe,
**Nó fá ċláraiḃ aindeise**
I gclósaiḃ tabairne.

Mo ċreaċ ċruaiḋ ċráiḋte,
Dá mbuḋ sluaġ tar sáile
A ḋéanfaḋ an lánscrios,
Ḃeaḋ huns is gráscar
'Ġá dtaḃairt go lá orṫa.

Mo ḃláṫ lem ló siḃ,
Is nuair ċonnac na cóirtiḋe
Fá ġunnaiḋiḃ móra
Ag gaḃáil an bóṫar,
Ba ṫréan 's ba ġlórṁar
An caṫ 's an coṁrac
Do ḃraiṫeas róṁaiḃ-se;
Connlán óigḟear
I gcoinniḃ slóiġte
A ṫriall tar bóċna
Is a ngunnaiḋe gleoḋ soin
I ḃfeiḋm 's i dtreo aca.
Aċt is fearr ċum caṫa
Spioraid is anam
'Ná gunnaiḋe fada
'S 'ná sliogáin ḃaire;
Is cé gur cailleaḋ
An ċraoḃ sa ṁaċa,
Is fíor go mairfiḋ
Cuiṁne ḃar ngaisce;
Do ġaḃaḃar caṫair
Ḋaoineaċ ḟairsing
Go hobann d'ḟeaḃar
Gníoṁ ḃar n-airm;
Mar ġeoḃaḋ i gcalaḋ
Raḃarta earraiġ

Cuanta is bailte
'Á réabaḋ, 'á leagaḋ,
Is gan coinne isteaċ leis;
Is ní ḋeaċaḃar airte
Aċt le nḃar gcearttoil.

Mo ċara siḃ óm ċliaḃ,
Is ní raiḃ ag Béiḃinn riaṁ
Sluaġ ná buiḋean ná cliar
Ná cuallaċt ċróḋa fiann
Do b'ḟéile fonn is mian
'Ná siḃ-se, a ḃláṫ an ḟiaḋaiġ,
Ċum dul fá ċeo 's fá ṗian
Is a maoin do ċur soir siar
Is a gcuid fola ḋórtaḋ ar rian,
D'ḟonn pobul Dé do riar,
'S a gcaoṁnaḋ ar ḋaorḃruid dian,
'S a dtaḃairt ó smúit go grian.

Mo ṫaisce is m'anam siḃ,
'S is dlúṫ do ċaraḃar
Tír ḃar n-aṫarḋa,
A daoine a fearaċoin,
A béiṫe gealaċneis,
A sléiḃte garḃa,
A gleannta leaṫana,
A ḣaiḃne, a hearaċa,
A sráide, a bailte puirt,
Réim a seanaċuis,
A scéalaiḋeaċt ġasta ġuiḃ,
A dánta pratainne,
Sruṫ breáġ acṁuingeaċ

Binn a teangan-sa,
A léiġeann 's a labarṫa,
A féile, a fairsinge,
A ceolta, a raċta suilt,
A foiġne, a carṫannaċt,
'S a cóirsiḋe caradais,
A nósa ċleaċtaḋ siḃ
Gaċ lá d' ḃar mbeaṫaiḋ-se,
Is ní nósa gramaisce
Do ġaḃ tar calaḋ anoir,
Agus rud do b'ḟearra liḃ
Cliar an teagaisc ċirt;
'S is fial do sgaraḃar
Leis an ḃfuil ba ḋeargḟruṫ
Ḃar gcroiḋe 's ḃar mballaiḃ-se,
Do ṁéadugaḋ a maiṫeasa,
Is do leiġeas a haindeise.

Mo ċroiḋe 's mo rún siḃ,
Ag dul i n-úir uaim
Is go bínse an ċúnntais
Don Ḃreiṫeaṁ ionnraic
I lár ḃar gcúrsa;
Láṁaiġte ag búraiḃ,
Is gan braṫlín fúiḃ-se,
Ná leaba ċlúiṁ ḋeis,
Aċt cloċa brúiġte
'S an ċré ḃuiḋe úr ḟliuċ,
'S fear cáci dúr tur
Ag ceangal púicín
Ar scéiṁ ḃar súl nglas.

Is lag do ṁeasas-sa
Bliaḋain an taca so
Go mbeinn ag screadaiġ guil
Is ag bualaḋ bas indiu
Is ag caoineaḋ ḃar n-easnaiṁ-se.
Is gábaḋ ró-ḋeacraċ
Le feiḋm ḃar ngaisce againn.

Is beag a ṡílear
Go ḃfeicfiḋe ṫíos siḃ
Cois fallaiḋe sínte,
Is na puill seo tríḃ ann,
Ó ṗiléir gan ċuimse,
Agus Déiḃionn claoiḋte
Fá ḃruid ag ríciġ,
Is a gcos 'gá luiġe uirṫe,
Is gur ionnaiḃ-se ḃí aice
Súil le daoine
Ná teipfeaḋ coiḋċe
Le fóġnaṁ dílse,
Aċt leas a tíre
Go deo dá ngríosaḋ
I ngnó 's i ngníoṁarṫaiḃ
'S ar ḟód an ċoiṁeascair.

Mo ṡéan 's mo ġean siḃ,
Tásc ná tagairt
Do ṫriall ná d'agairt
Níor ċualaiḋ pearsa
Go raḃaḃar marḃ,
Is ḃar réiḋċuirp caiṫte
Go doiṁin i dtalaṁ.

Ar ḋrouġaḋ ṁada
Ba ṁíle measa
'Ná an claḋaire Strafford;
'S 'ná an daoi lér tearcaḋ
An ceann gan taise
De ríġ na Sacson;
Is gan ċaoi ag sagart
Ná ag sraoiḋre ceannais
Buaine bar n-anam
Do ġuiḋe ná d'aṫċaint.

Do b'é mo ḋóiġ is mo ṁeas
Go mbíoḋ easba sluaġ 'gus fear
Ar ḃúraiḃ ṫall tar lear:
Is féaċ gur ḃaineadar as
'S gur ḟágadar faon gan ṗreab
'Ġá gcur go doiṁin i gclais
Mo ḃuiḋean ḃreáġ laoċ nár lag
I n-am na bpiléar i gcaṫ.

Do ṡílear féin 's do ṁeasas
Ná beaḋ sé d'éadan dearg
Ar ṫriaṫ de ṫreiḃ na nDanar
Críoċ do ċur ar fad liḃ,
'S ar éirġe gréine ar maidin
Bar mbaint den tsaoġal i mbeairric,
Is riḃ i mbéal na maiṫeas
Is bláṫ bar ré gan ċaiṫeaṁ,
Is na mílte Gaeḋealfear marḃ
Is ag tabairt an ḟéir tar calaḋ,
Nó ar ġrinneal bóċna caiṫte,
Is na mílte fós gan taiṫeaċ

Ó réabaḋ géag is baiṫeas,
Nó claoiḋte dall gan aṁarc
Ó ḃeiṫ i dtrinnsiḋiḃ tacair,
Fá ċeo sliogán is gasa;
Is mó fá ṁíle ṁeasas
Go ngeoḃtaiḋe truaġ 'gus taise
Do ṁáiṫreaċaiḃ ḃar leanḃ,
Is d'ḃar n-ógṁuirġin sa ḃaile
Atá go brónaċ caṫaċ
Gan súil liḃ neoin ná maidean

Mo ḟult siḃ is mo ċion,
Is ní aiṫniġim féin mo ruisc
Ag deora liom 'na sruṫ;
Tá mo ḃaill gan lúṫ gan strus,
Is mo ċroiḋe 'na ċárnán tuir,
Is m'éadaċ réabṫa agam,
Is doiġ im aeḋiḃ naċ mion,
Is smaointe im ċliaḃ do ġoin
Mo ḋrólainn tríom istiġ,
Is blas im béal mar niṁ,
Is do ṫéaċt san ċuisle ionnam
Gaċ braon dá ḃfuair den ḟuil,
Ó ḃeiṫ ag caoi go fliuċ
'S ag cásaṁ ċoiḋċe ḃar gcur
Fá'n gcré go fuar amuiġ.

Mar is luaṫ do ċailleamar
Bláṫ ḃar dteagaisc-se,
Neart ḃar meanman,
Ḃar n-éirim anma,
Ḃar n-óige ṁarṫannaċ,

Ḃar ngreann, ḃar measarḋaċt,
An gnó do ċeapaḃar
I nglór ḃar dteangan-se;
Cia ḟóirfiḋ feasta orainn?
Cia ṁúinfiḋ ceaċta ḋúinn?
Cia ṁúslóċaiḋ eadrainn
Áḋḃaċt is aitear suilt?
Cia ḃuailfiḋ eagla
Ar ċóip na ndanar so
Le faoḃar a n-arm nirt?

Mo ġalar nime is mo ċás,
'S is fada ragaiḋ ḃar dtásc,
'S an gaisce ḋein ḃar láṁa
An tseaċtṁain úd an áir,
I gcaṫair ḟéil na ndán,
Mar do ċuireaḃar ċum fáin
Na sluaiġte le nḃar láṁaċ.

Mo ċion lem aeḋiḃ siḃ,
Is cuirfe ḃar n-éaċta
Maise is éifeaċt
Ar ḟeanċus Éireann,
Mar is siḃ-se, a laoċra,
'S a ċuraiḋe tréana,
'S a ġaisciḋiġ ḟaora
Aníos ón gCraoḃruaiḋ,
'S ó Ċruaċain Ṁéiḋḃe,
'S ó Ṫeaṁair na mḃéimeann,
'S ó Ċaiseal éaċtaċ,
'S ó ċiuṁsaiḃ Sléiḃe Mis;
Is fíor ná féadfar

Ċoiḋċe a ṡéanaḋ
Gur treise an Gaeḋeal-spioraid
'Ná sluaġ dá léire.

Mo ġreiḋin go daingean siḃ,
A ḃuiḋeanta fearḋa,
Is maoiḋte a mbanaltras
Ar na buimíḃ bairrḟionna
Tug toġa gaċ aire ḋaoiḃ;
Mar do ḋeol siḃ meanma
Caoine is cartannaċt
Le n-a gcuid laċta soin;
Is cé gur caṫaċ iad
'Ḃar ndiaiḋ um eadarḟuṫ,
Beiḋ tráċt is starṫa againn
Go bráṫ i mḂanbain
Ar ṁánlaċt aigeanta
Is ar ġrásta a gcaradrais.

Mo stór liom féin siḃ,
Is níor ṫuataiġ ḃaoṫa
Ná daoirstiḋe an léin siḃ
Aċt fir ġroiḋe léiġeanta
Gur ṁór ḃar n-éileaṁ
Ar ṫeangain tréiṫiġ
'S ar ḋálaiḃ Éireann.

Mo rún siḃ is mo ṫaitneaṁ,
Is mo ṡláinte ċugam ná casfaiḋ,
'S is ró ḃinn é ḃur dteagasc
Do Ċlanna Gaeḋeal so ṁaireann,
'S a ḃuaiḋearṫa atáid le tamall

'S an saoġal atá 'ġá ċaiteaṁ
Ag sluaġ na n-óigḟear n-abaiḋ
Le baois le hól le faisinn:

Ċuir do ṡaoġal, a ḋalta,
I gcríċ 's i gcóir 's i n-eagar,
Ċum do ḋúṫaiġ féin do ġlanaḋ
Ó ḋream an ḟill 's an ṁasla;
Ná bíoḋ do ṡuim i ḃfearann
Ná i n-árus aoiḃinn slaċtṁar,
Ná i gcistiḋiḃ óir ḃuiḋe ġreanta,
Ná fós i mnaoi ná i leanḃ;
Aċt saor-se is réiḋtiġ anam
Do ṫíre ó análaiḃ meaṫta
Ag teaċt dá breoḋaḋ 's dá leaṫaḋ
Anall de ḋruim na mara;
'S ná bíoḋ 'na ċeist ort aga
Det ṫréimse saoġail do ġearraḋ
'Ċionn tuitim i láṫair ċaṫa
Nó le piantaiḃ daora galair
Ó ḃeiṫ i ngéiḃinn daingean;
Mar ġeoḃa tú díol san earnaṁ
Ó ḟáiḋiḃ léiġinn is leaḃar;
Déanfaid tráċt ar ṫ'ainm
I ḃfuiġliḃ próis 'na starṫa
'S i ndántaiḃ breáġṫa blasta.'

Is breáġ na seoda
Do-ċuaiḋ fá'n ḃfód liḃ,
Creideaṁ, dóċċas,
Gráḋ na gcoṁarsan,
Bláṫ na hóige,

Léiġeann is eolus,
Feallsaṁnaċt fóġanta,
Filiḋeaċt ċóraċ,
Gliocas, mórḋaċt,
Míne is mórtus,
Is Gaeḋealg órḋa
Buḋ ṁaise ar ċóisir.

Ní ar an aiste sin
Do ḃuiḋin na n-allaċon,
Luċt póite is mearḃaill,
Luċt fola is masluiġṫe,
Do ṡéan an ċarṫannaċt
Is ráḋ na bpaidreaċ
Le dúṫraċt anma.

Mo ġráḋ fá'n ḃfód siḃ,
'S é bí 'nḃar gcoṁair-se
Troid is coṁrac
Le dream na póite.
Is gur cuma leo-san
Aċt láṁaċ is leonaḋ
Is gaċ árus fóġanta
San ċaṫair nósṁair
Do lot 's do ḋóġaḋ amaċ
Mar ḟúil 's ná geoḃṫaiḋe
Ar a ndruim de ḋóirniḃ

Mo ṫéagar siḃ is mo ṫaisce,
Is ní ar fán ná i n-aisciḋ
Do ċuir ḃar máṫair teagasc
Ceart 'nḃar gcroiḋe 's 'nḃar n-anam;

Mar, ar ṫeaċt don ḃás ḃar n-aice
Ba ḃinn 'nḃar mbéal an ṗaidir
'S an Ċoróinn i bpáirt 'ġá canaḋ;
Is do b'umal ḃar nglúin ċum sagairt
Is ḃar súile i dtreo na ḃflaiṫeas.

Mo ċroiḋe siḃ is mo ċuid,
A luċt na leaḃar 's an truilt,
A luċt na ndán naċ tuir,
'S a luċt na Gaeḋilge ċuir
Ag fás san tír go tiuġ;
Mo ṁíle truaġ gan siḃ
'Nár measc ag cabruġaḋ linn
'S a ġáḃtaraiġe atá an ḃruid
Ar Ḃéiḃinn aoird indiu;
Is beag do ġoill ḃar ngoin
Ar ġall an ḟill 's an uilc
Ḃar luadar díḃ do ḃain,
Is cloċ d'ḃar gcroiḋe do ḋein;
Mar ba ḟuaraċ riaṁ a ċion
Ar léiġeam ná ar ealaḋain ġlic
Ar ṫeagasc ḟíor
Ná ar aċtaiḃ dliġiḋ
Aċt an Neart dó ag suiḋeaṁ an Ċirt."

## V.—Flaṫa.

Sin mar do laḃair an Ainnir,
Is do ḃíoḋg an ríoġan le haiteas
Ar ċloisint scéal a leanḃ,
Is duḃairt sí léi 'ġá freagairt:

"A Ainnir ċaoin 's a ċara,
Do ċuir gaċ roinn det starṫaiḃ
Sólás is bród ar m'anam;
Is fagaim ót ḃéal mar agus
Tásc fá leiṫ gaċ draguin
D'éis daorḃreiṫ ċúirt an airm
Do lámaḋ annsúd i ganḟios
'S atá annso láiṫreaċ farainn."

Ba ċneasta laḃair léi an Ainnir,
"A Ḃéiḃionn féin 's a ṫaca,
Is geal lem ṁeoin gur ḃainis
Sásaṁ croiḋe as mo ċantain;
Ġeoḃair uaim le fonn im aiste
Tráċt fá leiṫ ar gaċ leanḃ."

Ar ainmniuġaḋ gaċ draguin
'Na ráiḋtiḃ ḃéil don Ainnir,
Do ṫagaḋ preab san ṁada,
Do ċromaḋ sé ar ḋrannaḋ,
Ar aiṁstraiġ aoird 's ar ṫafaint;
Do ṁéaduiġeaḋ ar an lasair

A ṫigeaḋ de ruinn a ḋearca;
Do b'árd a ḃaoiṫléim tapaiḋ
Ar a ṫriall i dtreo gaċ flaṫa;
Ba ṫrom é a ṫuairt ar ṫalaṁ
Mar ṫéiġeaḋ gaċ iarraċt falaṁ;
D'éiriġeaḋ gaċ flaiṫ 'na ṡeasaṁ
De réir mar ġlaoḋtí ar a ainm,
'S do sméideaḋ sé le taiṫneaṁ
Ar na béiṫiḃ maorḋa malla.

Seo mar do noċt an Ainnir
Gaċ réiḋflaiṫ sáṁ den aicme
I rannaiḃ dáin 'gá ḋeaċtaḋ:

"Cia hé an polla so
Dar liom gur ḃ'follus dó
Smaointe dorċa?
Do-ċím é gortuiġṫe
Sínte ag urċaraiḃ
Niṁe na ndoḃarċon;
Tomás Mac Donnċaḋa
Ṫug a ḟuil 'na sroṫannaiḃ
Ċum leiġeas do ḋoċair-se,
A ríoġan an ḃrollaiġ ġil,
File brostuiġṫeaċ,
Feallsaṁ, ollaṁ ceart,
Cróḋḟear forusta,
Leoṁan ċum cogaḋ ċur,
Lón luċt ocrais.

Gráin is róġoin
Go mbuaile an ċóip sin

An ḟill is an ċórda
Do ḃain dá ṫreoir é;
Caidé sin dóiḃ sin,
Luċt dúire is póite,
Gur cuireaḋ m'óigḟear
Roiṁ ré dá ḟéoċaint.

Mo ċreaċ ċruaiḋ ċráiḋte,
An ceannṗort cáilṁear
Mac Piarus Pádraig,
Mar d'ḟág a ṁáṫair
Go buaiḋearṫa báiḋte
I mbrón 'ġá ċásaṁ;
Fear luaṫ glic abaiḋ
Fear tréiṫeaċ gasta
Do b'oilte ar ċleasaiḃ
Is ar ċúrsaiḋiḃ airm;
Laoċ mioċair cneasta
Ná gortóċaḋ leanḃ,
'S ná bainfeaḋ allus
A buin ná a capall;
Triaṫ gan doiċeall
Ṫug a ċuid fola
'S a ṁeaḃair ġlic ḟoirḃ
Dá ṫír dá cosaint.

'A ríoġan 's a ġráiḋ ġil,
Ní mór mo ḃás duit
Ċum céim i n-áirde;
Mar is íseal tláṫlag
Traoċta tráiġte
Tú i ndiaiḋ an társpruit

Atá ag éigeamh go hárd ort
Is choidhche 'ghá áiteamh
Gur tú a máthair,
'S ag lorg fagháltais
I gcroidhe do dheárnan;
A chuid 's a bhláithbhean,
Ní leat-sa an t-ál soin
Acht le gallmhnaoi ghránna
Do bhreoidh go táir thú;
Gheobha' mé bás duit
Agus míle fáilte;
Bhéarad lántsruth
Na fola atá ionnam,
Mar thug Emmet láidir
Is Teon nár sáruigheadh,
Chum dúil do chroidhe-se
San tsaoirse fhásamh.'

'Scaoilidh, atchim-se,
Gan mhoill ar a anam san
Uainn-ne, ar eagla
Go mbainfidhe leagadh asainn,
Is go ndéanfaidhe praiseach de,
Brúghaidh é, basgaidh é,
A chúl le falla agaibh,
Piléir 'na chreatallach,
Sáthaidh a mharbhchorp
Go doimhin i dtalmhain.'

'A chuid 's a chara liom,
'S a bháinchneis chaithiseach
Atá claoidhte ag anabhruid

Fá ḟáil na n-allaċon,
Ċím na cailmfir
Tall ag bagairt ċugam:
A Ṗiarsaiġ, lean-se sinn
Tar tonntaib dearga
Is saor-se ár mbanaltra
Ar ḃrón 's ar tarcuisne.
A ṁáṫair ġealaċneis,
A laoġ, is é is fada liom
Go mbeaḋ 'na ḃfarraiḋ-san;
Brostuiġiḋ, atċuinġim.
A luċt an aċrainn,
Scaoiliḋ, raidiḋ liom
Piléir 'na gceaṫannaib.'

Mo ġreiḋim im lár tú,
Is ní fada it ḋeáġaiḋ-se
Ḃí do ḋearḃráṫair boċt,
Uilliam na mánlaċt,
An gas ciuin sásta
Go dtug a ṁáṫair
Gean tar các dó;
Buaċaill láġaċ deas
Ná cuirfeaḋ máċail
Ar uan ná ar ṗáiste;
Aċt ba ṁór le gráscar
An ḟill 's an táinsiṁ
'Na beaṫaiḋ slán é
Le linn na Cásca;
A gcroiḋe go gcráiḋtear
Is ná raiḃ gárlaċ
Dá ṁéid a n-ál duḃ
Ós cionn a mbás san.

Ba mór an gníoṁ duit,
A ṫriaiṫ ġlain ġaoirṁir.
De Ċlann Ċonġalaiġ,
Is tú gonta claoiḋte
Ar do leabaiḋ sínte
Dul i lár an ċoiṁeascair
Ag ruaig na mbuiḋeanta
Féinne fíoċta,
Ó neoin go hoiḋċe,
Is ó L̇uan go hAoine,
Is na piléir 'ġá scaoileaḋ
'Na ḃfrasaiḃ timċeall.

Agus nuair do gaḃaḋ tú,
Is tú créaċta craiplite,
Is gur fríṫ fá ġlasaiḃ tú
I mbruid, ar eagla
Ná fágfaiḋe marḃ tú
Cois ċliaṫáin falla amuiġ,
'S an lá breáġ ag gealaḋ anoir,
Do b'árd é callaireaċt
Buiḋne an ḟaltanais
Ag éiġeaṁ go hairṫinneaċ
Ar ṡluaiġtiḃ armṫa
A d'iarraiḋ ṫ'anma;
Mar ba ṫréan, a Ċailmḟir,
Do neart ċum caṫa ċur
I ḃfaḃar na n-anaḃfonn
Is na ḃfíorḃoċt n-atuirseaċ
Fá iaḋ na caṫraċ.

A ṡuaircḟir ċeannais,
Ba tinn lem anam
Le linn na maidne
I n-ar baineaḋ as siḃ,
Me ḃeiṫ ag aṁarc
Na sluag do ḃailiġ
Leasmuiġ det ḋaingean
Le feall do leagaḋ
'Na ċarnán deataiġ;
Luċt oibre ċleaċtṫá
Do ċur go seascair
Fá ḋíon do ḃrataiġ,
Is iad do ḟeaċaint
Ar olc na n-aṁus
Go mbídís aca
Idir ċorp is anam,
Oiḋċe is maidean,
Saṁraḋ is Saṁain,
Le fuaċt 's le fearṫainn,
Ag rómar 's ag grafaḋ,
'S ag déanaṁ freastail;
Ba ṫruaġ gan dearmad
Ag caoi 's ag screadaiġ iad,
Ag sileaḋ a ndearca san,
'S ag réabaḋ a mbalcaisiḋe,
Ag caoineaḋ an star ṁaiṫ
Gur goill a n-easbaḋ air;
Ó 'sé ċuireaḋ maise ċirt
Ar ṁnaoi 's ar leanḃ ṁaiṫ
'Sa tinnteán dealḃ dóiḃ.

'Sé cúis ár ndeora
Díṫiuġaḋ an leoṁain seo,
Mar do b'é ár stór é,
'S ár réilteann eolais
Ár leiġeas i mbreoiḋteaċt,
Ár lón ċum bóṫair,
Fál ar dteorann,
Ar gceann ċum coṁraic,
Ár dtaca, ár lóċrann
Ag gaḃáil an coṁgar,
An cleasuiḋe ṫógaḋ
Buaiḋirt is brón dínn.'

Mo ġreiḋin lem anam
Buiḋean na n-easbaḋ
Ar cuaird in' aistear
Fá ḋéin an daingin
I n-ar ġnáṫ an seaḃac
Ag scaoileaḋ a gceasna
Is 'ġá seolaḋ i dteagasc
Is i gcoṁairle a leasa;
Is ag filleaḋ a ḃaile
Go caointeaċ caṫaċ
Ag móruġaḋ a ḃearta
Is ag guiḋe ar a anam.

' A stór 's a ċara,
Caiṫ ḋíot an cartaḋ,
Éirig it ṡeasaṁ,
Tréig an ḃeairric,
Is gaḃ ċugat arm
Go cruinn it ġlacaiḃ,

Is déin ár gcaḃair
I n-aġaiḋ na ḣaicme
Atá dár gcreaċaḋ,
Cé go mbainid
Dínn-ne allus
Fola ár mbaiṫeas
Agus soin i n-aiscid.'

Aċt fáiríor deacair,
Is boḋar 's is balḃ
An clós san ḃeairric
Mar ar láṁaḋ gan taise
An fáirḟear neartṁar
'Na luiġe 'na leabaiḋ
Agus téad dá ċeangal,
Mar ní ḃfuiġeaḋ sé seasaṁ,
Is go deo ní ċasfaiḋ
Ar ḟóirne an daingin.

Taca an ṁeáḋon-oiḋċe
Do snaiḋmeaḋ dís ṁaiṫ,
Óglaċ croiḋeaṁail
Agus óigḃean ṁín tais,
I seoṁra íseal
I mbeairric ciorḋuiḃ,
Gan bailiuġaḋ daoine ann,
Gan dáil ar ṁuinntir;
Is ar maidin go fíorṁoċ
Do ḃí an ċaoinḃean
'Na baintreaḃaiġ ċlaoiḋte,
'S an t-óglaċ groiḋe sin,
An file saoiṫeaṁail,

D'ḟuil Ṗluingcéid dílis
Cois falla sínte,
Agus poll 'na ċroiḋe istiġ
Ó ṗiléir na ndaoirse.

Ná goil-se, a ṁaoin liom,
Is leis dot ċaoinḟear
Ceart a ṫíre
Do ṗléiḋe san ċoiṁeascar;
Ġeoḃair grádam ċoiḋċe
Agus cáil ó Ġaoiḋealaiḃ;
A stóir 's a ġráiḋ ġil,
Do ċroiḋe bíoḋ sásta
Let ċéile cráiḋte
Ṫug gean duit d'ḟágaint
Leaṫuair roiṁ lá anoċt;
Mar is annsa, ráḋaim leat,
Lem ċroiḋe tú, a ḃáinċneis,
'Ná siúr dá mánlaċt,
Is 'ná fiú na máṫar
Ṫuit liom go páirteaċ,
Is sruṫ a bánlaċt
Orm do ṫál sin;
Aċt guiḋim tú, fág mé,
A rúin, 's a ġráiḋ liom,
Mar, féaċ, tá blaiṫḃean
Na gruaige báine
Ag bagairt láiṁe orm
Is ag glaoḋaċ go hárd orm,
Is geoḃad gan fán léi
Go mbuailfe an bás me.

A Ṡeain, a stór liom,
A ṫréinfir ċróḋa
Na mBrídeaċ leoṁanta,
Is blasta córaċ
Do marais slóigte
Na nGaeḋeal san ċoṁrac;
Is é do b'eol duit,
Mar is uasal d'ḟóirir
Ar ṫréad na mBóraċ
San Afraic cróin ṫeas
Leat ḃuiḋin ḃig óigḟear
Do ṫriall tar bóċna
Nuair a ḃí luċt fóirnirt
Ag slad an óir leo.

Ciorrḃaḋ ar an maḋra
Ó ċuaḋais it ċalmaċt
An iarraċt fada soin
Ó n-a ḟiaclaiḃ garga
Nár scaoil an taca so
Leat ċúl na ceannḟinne,
A ṁúirnín ṁ'anma.

A Ṡeain, a ċiallaiġ 's a ċuid,
De Ċlannaiḃ Ḋiarmada an truilt,
'Sé d'ḟúig mo ċroiḋe fá ġoiṁ
Do ḋíoṫuġaḋ ag dream an uilc
I meáḋon do ḟaoġail 's do nirt,
Is do ṁáṫair féin go fliuċ
Ag caoineaḋ ṫ'éaga indiu;
Mo ġráḋ do scéiṁ 's do ḋrioċ
Is tú d'ḟág gan ċaoṁnaḋ sinn.

A Uí Annracáin, a ḟlaiṫ,
Do ċáil níor ḃ'íseal lag
I measc na buiḋne scaip
Na táinte dúr san ċaṫ,
Ba ḃinn óṫ ḃéal 's ba ġlan
Caise Gaeḋilge ag teaċt,
'S ba ṁioċair láġaċ an fear
Buiḋean saiġdiuiriḋe a leag.

Cia hé an t-óigḟear
Gasta córaċ,
Fuinte gleoiḋte,
Do ċar mar nóċar
Tú, a ríġḃean órḋa?
An curaḋ Cólbart
'S a aġaiḋ i gclóḋ ċeart
Na n-aingeal nóḋġlan;
Ní hiongnaḋ an brón duḃ
Do ġaḃ na coṁarsain
'S an dream gur ḃ'eol dóiḃ
A ḟaoġal 's a nósa,
D'éis piléir na gcrónċon
Dá ḃaint dá ṫreoir sin.

Mo ġreiḋin go dlúṫ é,
Ba luaṫ san úir dó,
An leanḃ ciuin deas,
An t-óglaċ Hiúston,
Do ṫug gan dúire
A anam fiúġantaċ
Do ṫír a ḋúṫċais;
Greadaḋ ċugaiḃ-se

Gan taise, a ḋúistiḋe,
Ċuir ċum a ċunntais
An buaċaill ionnraic
Is gur ḃeag ḃar gcúis-se
Ċum piléir do ṁúscailt
Trém páirtín fionn tais.

A ḟuaircḟir ḟriṫir
Na píbe binne,
A Ċeanntaiġ ċliste,
Is truaġ san iṫir
Do ċnáṁa gan ċumas
Is do ċeol breáġ milis
Do ġríosuiġeaḋ cumainn,
'S a ḋíṫ sin orainn
Ó Ṡaṁain go hInid;
Is do ċéile ṁioċair
Ag réabaḋ a hionair
Is na déara guirte
Anuas 'na dtuile
Le n-a leacain ṡnoiġte;
Is do ċlann ag feiṫeaṁ
Fá ḃrón 's fá ṫuirse
Ar a stór 's é bainte
Dá ṫreoir le urċar.

Ní déanta dearmad
Ar ḟuaircḟear ṫ'ainme
Do láṁaḋ i mbeairric ṫeas
Is gábaḋ 'sa ḃaile leis;
Is é ḃí calma
Laoċta fearaṁail

Gan beann ná meas aige
Ar ṫréad na n-eaċtrann,
Mar ba ḋual aṫar dó
'Gur sinnsear meanmnaċ.

Mo ġreiḋin tú, a Ċléiriġ
Doċuaiḋ i gcéin uainn
Is d'ḟág do ċéile
Go duḃaċ dot éagmais,
Is fada an tréiṁse
Ṫugais go céasta
I gcarcair ṗéine
'S i mbruid i gcéin lis,
Aċt níor ċuir sin éislinn
Ar do ċroiḋe-se, a ċaolḟir.

Ba mór riaṁ éileaṁ
Óigḟear Éireann
Ar do ċaḃair le héifeaċt,
Ar ḟeaḃas do ṁéinne,
Is do b'uṁal an tréad soin
Go síorruiḋe ag géilleaḋ
Do ṗoncaiḃ céille
Do ċóṁairle tréiṫiġe.

Mar ba ġnáṫ ar lasaḋ
Do ċroiḋe le taiṫneaṁ
Cléiḃ don ḃánḟlaiṫ
Dár ṫugais t'anam
Ċum í ḟaoraḋ ó ṁarla
'S ó ġallḃruid deacair.

A ṗlannda bláiṫṁair
De ṁacaiḃ Dálaiġ,
Ní raġaiḋ do ċáil-se
Go deo deo i mbáṫaḋ
Mar ċeann ar árdscoir
De ġasraiḃ láidre
Nár ḟeaċain láṁaċ mear
Ná faoḃar a náṁad.

Mo nuar it luiġe tú,
A Ṁilleánaiġ ḋílis,
A ċeannṗuirt ġaoisṁir,
'S a ċuraiḋ ġníoṁaiġ,
Do láṁ níor stríocais
I lár an ċoiṁeascair.

' A Ḋia na ngrásta,
Mo ḃean 's mo ġárlaiġ
Atá im ḋiaiḋ go cráiḋte,
Dá mbeidís láiṫreaċ
Im ṫeannta an tráṫ so
Ag triall i n-áirde
Do ḃeinn-se sásta
Is do líonfaḋ áṫas
An croiḋe seo im lár daṁ.' "

## VI.—CASAḊ.

D'éis gur ċoisc an Ainnir
Dá bréiṫrib saora blasta
Ba ġearr an ṁoill go ḃfaca
Ag éirġe aníos ón dtalaṁ
Fíoġair is cruṫ gaċ draguin
Do láṁaḋ um Ċáisc i ganḟíos
Is ní hi gcuṁangraċt caṫa
Ná de ḋeascaiḃ daorḃreiṫ airm,
Aċt láṁaċ gan ċúis gan agairt
Gan ċúirt gan ṫriaill dá leagaḋ
Le claonbeart fill ag gallaiḃ,
Gan ċaoi ná spás ag sagart
Páis do ráḋ, ná a n-anam
Do ṡeolaḋ i dtreo na ḃflaiṫeas;
Buiḋean den ċóip i mbeairric,
'Gá mbaint dá dtreoir cois falla,
Buiḋean 'gá gcur ó ṫaiṫeac
'S 'gá ropaḋ síos i dtalaṁ
I gclósaiḃ tabairne an leanna,
Gan ċoṁra bréid ná balcais
Mar ḋíon dá mballaiḃ beaṫaḋ,
Is caise a gcliaḃ 's a scarta
Ar ḟuaċt na criaḋ 'gá meascaḋ;
Buiḋeanta i gclúid 's i gcarcair,
'S i lána ċuṁang 's i gcaiseal
'S ar ṡráid ṁóir ḋaoinig ḟairsing
'Gá ḃfágaint faon gan tapa.

# CASAḊ.

A clós, a sráid, a beairric,
Ar lána iargcúlta, a caiseal,
D'éireagadar ċugainn 'na sreaṫaiḃ,
Mar éirigeann éin a neadaiḃ
I ndiaṁraiḃ coille ar maidin
Is soillse an lae orṫa ag breacaḋ.

Ba luaṫ 'na suiḋe an scata
Ar ḃínsiḋe aerḋa i n-aice
Na buiḋne ó ċúirt airm;
Is créaċta cuirp gaċ draguin
'Na seodaiḃ daora ar lasaḋ;
Do b'aoiḃinn niaṁ a n-aiġṫe
'S ba ṡuairc a sméide taiṫniṁ
Ar an ndóir de ḃéiṫiḃ geala
Do ṁúscail blaoḋm a searca;
Do b'aerḋa í Ḃéiḃionn ċailce
Le bagairt láiṁe ġá ḃfreagairt;
Fúṫa ṫug an mada
Léim ar luas i n-aisciḋ;
Is ba ḃrónaċ duḃaċ a ġlamaḋ,
Is ba ṁór an tuairt lér leagaḋ
'Na ṗleisc é arís ċum tailiṁ;
Ba ċneasta d'ḟéaċ an Ainnir
'Na dtreo is do lean dá starṫaiḃ:

" A Ḃéiḃionn ċaoin, 's a ṫaisce,
Féaċ ós do ċoṁair 'na sreaṫaiḃ
'Na suiḋe do ṡluaiġte leanḃ
D'ídiġeaḋ gan ṗáis gan sagart,
Gan daoraḋ ag cúirt ná ag seanaid;
Dá scéaluiġinn duit im aiste
Íde is tásc gaċ draguin

Dár ṫuit le feall gan sailm,
Lá agus oiḋċe ċaitfinn
Ag tráċt ar olc 's ar ġangaid
Na cóipe sin do leag iad;
Is lá níor ḃ'ḟuláir dam ṫairis
Ċum ḃeit ag maoiḋeaṁ a maitear,
Feaḃas a ngníoṁ 's a gcneastaċt
Ar do ṫréad ḃreáġ ṁaorḋa leanḃ.

Aċt 'na measc is léir dom aṁarc
Triat mear uasal gasta
Nár láṁaḋ le búir i mbeairric,
Is i gclósaiḃ óil nár leagaḋ;
Mar ṫuit an laoċ fá ṁaise
I lár an ġleoḋ 's an ċata;
A ṁéinn 's a ċáiliḋeaċt caraim
'S a ġnúis ġeal ḟoillseaċ ċneasta:
Is níor ḃ'annsa riaṁ lem anam
Na laoċra ḃ'aoirde gradam
San Ṗolainn ḟéin nó i Spartain;
Mar is cruinn a ṫuig mo ṫeagasc,
Is do ċuir é i ḃfeiḋm le gaisce,
Is do ṁúin dá ṫréad ṁaiṫ leanḃ,
Is d'ḟág ag sliocṫ a ḟleaċta
Go críċ an tsaoġail mar ṁaitear,
Is ní le peann ar ċairt ḃig
Ná le caolḟlait ṁín ar ġainniṁ
Aċt le faoḃar 's le fuil 'gá ġrafaḋ
Ar ċnáṁaiḃ a naṁad 'gá ngearraḋ,
Fé mar ḟágann tiġearna a ṗaitinn
A stór 's a stát is a ainm,
Comarṫaiḋe a ḃuaiḋe 's a ċeannais
Ag a oiġriḋiḃ cirt le caiteaṁ.

A ċaoinḟir ċaoṁḃáin,
Ba ċeann gan aonċáim
Den treiḃ sin Aoḋagáin,
Do b'oilte ar géarḋán,
Mo ṫruag-sa 'ot éileaṁ
Do stuaḋḃean tréiteaċ
Is an ċlann do ḟaorais
Ón ngalldaċt léanṁair.

A laoiċ 's a ṗlúir na bḟear,
Is lá na n-arm nuair ġeal
Ní ḋeaġais-se tar i bḟolaċ,
Ná níor luiġis go ciúin it spreas,
Ná níor ṫugais ruaig tar lear,
Ná níor ḃac leat clann ná bean,
Aċt ċuaḋais ar ċeann na ngas,
Do ḃí go huṁal fát smaċt,
Cé gur éiriġeadar amaċ
I n-aġaiḋ do ċoṁairle, a ḟearc;
Is ġluaisis leo go pras
Fá ḋéin an áir san ċat,
Mar a mbíoḋ an faoḃar le neart
Ag greadaḋ cnáṁ is alt,
Cárnaḋ curaḋ is flait,
Túrnaḋ is dóġaḋ na dteaċ,
Is sluaġ na n-eaċtrann gcas
Ag cur na bpiléar i bḟad.

Ba laoċta leoṁanta
Do luiġis ar ċoṁrac
I n-aġaiḋ na gcrónċon,
Is ba ċneasta móḋaṁail tú

Ag riar na bfórsaiḋe
Do ḃí fáṫ ṫreoir-se.

A ġráḋ ġil ṁ'anma,
Triall níor ġearraḋ ort
Ná coiste airmḟear,
Mar do fuaraḋ marḃ tú
Um meáḋon na seaċtṁaine,
Is t'agaiḋ go meanmnaċ
Le sluaġ na nGallaċon,
Is do ċúl gan eagla
Le múrtaiḋe an ṁaċaire
Cois taoḃ an ṁargaiḋ;
Is éadaċ daṫaṁail
Na féinne ar t'asnaċaiḃ,
Is fuil ót ḃallaiḃ-se
Is ót ċroiḋe 'gá ḋeargaḋ;
I dtreo nár ḟanaḃar
Le láṁaċ i mbeairricíḋiḃ.

Ċím laoċ líoṁṫa gasta,
'S a ḋá láiṁ ċróḋa 'á gceangal
Taoḃ tiar dá ḋrom le sreangaiḃ;
'S a ċeann gan díon ón ḃfearṫainn,
I gcoim na hoiḋċe 'á tarraing
Ó ṡráid go sráid san ċaṫair
'S á ċur 'na luiġe mar ġearaiḃ
Ar ġárda an leoṁain é leagaḋ
Dá gcaiṫtí urċar baire
I dtreo an ṁaṫṡluaiġ 'na n-aistear;
Mar is iomḋa éaċt do teagṁaiġ
Leo súd 'na raonaiḃ taistil;

# CASAḊ.

Páisce maoṫ is é ag casaḋ
Ó teampull naoṁṫa 'á ḃascaḋ;
Fear fásta ag siuḃal a-ḃaile
'Ġá ḟágaint faon gan tapa
I n-imeall sliġe, 's a ḃaiṫeas
Briste brúiġte ar ċarraig;
Is ba ḋúṫraċtaċ an ṗaidir
Idir ḋá éaċt do raideaḋ
Le fórsa i dtreo na ḃflaiṫeas
Ar son an leoṁain ċum a anam
Do ḟaoraḋ ó ṗéin dá leagtaoi
Sciaṫ a ngníoṁarṫa gaisce.

Tar éis na hoiḋċe i gcarcair
Fá néalltaiḃ bróin do ċaiṫeaṁ,
Is ná fuiġeaḋ a scéala taḃairt
Dá ṁnaoi ná fós dá leanḃ,
A ḃí go huaigneaċ caṫaċ
Ag feiṫeaṁ leis sa ḃaile,
As an bpluais an laoċ do stracaḋ
D'éis éirġe gréine ar maidin;
Is annsoin gan uain ar ṗaidir
Ná ar ṗáis do ráḋ len' anam
Do treascraḋ é gan taise
'Na ċarnán faon ċum tailiṁ;
Ní sásta leis an gclear soin
A ḃí dream an ḟill, is casaid
Le hinntinn ar a ngaisce;
Sléasaid teine is caiṫid
Fá'n gcorp ḟuar ċréaċaċ ḋearg;
Réabaid a ḟeoil 's a ḃalcais,
Cnáṁa a ċolna gearraid,

Scaoiliḋ a ḟuil ar sgaipeaḋ,
Is breacaiḋ cloċa is gainniṁ
Len' innċinn ḃríoġṁair ġarta.

Le hais na leoṁan soin dearcaim
Ḃuiḋean le foiḋne ḟearaiṁ
Is d'ḟulaing saoṫ is peannaid
Den tramail a léiġtear againn
Ó ṁéaraiḃ éigse i ḃfraitinn
I nGréigis ġlinn 's i Laidin;
Is ní leigfear ċoiḋċe i n-airciḋ
Leis an ndream do ċráiḋ a n-anam
A mbearta fill 's a masla.

Mo ġreiḋin an ḟaid ṁairfeaḋ iad,
Cé ná tagann liom
Iomláine an ġarraiḋ
A fuair an treaċtṁain sin
Ḃás fá anaiṫe
I nduiḃeagáin ḃeairriciḋe,
Is i gcuasaiḃ taḃairniḋe,
Do luaḋ de réir ainme,
Curaiḋe is cailmḟir
Lán de ṁeanmain
Is do ġráḋ dá mbanaltrain
Ḃéiḃionn ċaiṫiseaċ;
'S is fada, is eagal liom,
Go mbeiḋ a samail sin
Ar neart 's ar ċartannaċt
'S ar ḋúṫraċt anma
Le faġáil 'na fearannaiḃ
Arís ċum caṫa ċur.

Mo ċiste 's m'aċṁuing siḃ,
Cé gur scaipeaḋ soin
Ḃar gcnáṁa gan taise ar biṫ,
Is árd 'sis ceannasaċ
A beiḋ cáil ḃar mbearta-se
Go bráṫ i dtalaṁ Luirc;
Mná agus banaltrain
Déanfaid tagairt daoiḃ,
Is nuair luaiscfid leanḃ mic
Is cruinn a ċanfaid siad:

'Codail a ġráiḋ ġil
'S a ġaol na sáirfear
Gan truaġ do láṁaċaḋ
Ḃliaḋain an ċásaiṁ
Le linn na Cásca;
Mar gur ḃ'é do ḃ'áil leo
A dtír do ṡlánuġaḋ;
Nár ṫagaiḋ fán ort,
Ná béim ná máċail,
Is má's féidir sáruiġ
A n-éaċt 's a mánlaċt.'

Aċt codlóċaiḋ feasta,
Go cúṫail seascair,
Gan ġruaim gan ṁairg
Gaċ cáiḋḟear ceannais
San áit 'n-ar leagaḋ
A ċorp 'na ṫaise;
Gan tuamba geal ann,
'Ná leac 'na seasaṁ
Ar a léiġfiḋe starta

Do ṁaoiḋeaṁ a mbearta;
Mar is luat ar maidin
Le linn an earraiġ
A ċífear taitneaṁ
Na gréine ar leataḋ ann;
'S an spéir ag glanaḋ
Gan smúit gan sceamall;
Beiḋ leoiṫne meala
Ag tiġeaċt le haiteas
Aniar nó andeas ann,
Is drúċt na ḃflaiṫeas
'Na ḃraonaiḃ glasa,
Agus sians is sailm
Ag éin ar ċrannaiḃ
Ós cionn an tailiṁ
Ġaeḋealaiġ ġarta
I n-a luiġeann fá ṁaise
Ár laoċra gaisce;
Is ceolta ag aingil
Ag móraḋ an Aṫar
Is ag molaḋ a maiṫeas
Don ḃuiḋin do greadaḋ
Ar uċt a searca
Do ṫír a dtaisceaḋ;
'S is iomḋa beannaċt
Guiḋe agus paidir
A cuirfear feasta
Le sláinte a n-anam
Ag buiḋeantaiḃ ceana
Ón Laoi 's ón mBanna
Is aniar ó Ġailliṁ;
Is annsúd 'na ḃfarraiḋ

Beiḋ tráċt is taisteal
Na sluaġ do ċasfaiḋ
Anall tar calaḋ
Ar tír a gcaraḋ,
'S an brón 'ġá ngearraḋ
'Na gcroiḋe 's n-a n-anam,
Is deora ag tarraing
Anuas a leacain;
Is iad 'na sreaṫaiḃ
Sínte trăsna
Ag pógaḋ an tailiṁ
Ós cionn na marḃ.

Is gaċ sáirḟear calma
Dá mbeiḋ i dtaisteal ann
Mionnóċaiḋ go dearḃṫa
Go deo ná scarfaiḋ sé
Le dream a dtreascarṫa
Gan díol 'n-a n-anmain."

## VII.—MADA.

Leis sin do staon an Ainnir
Dá bréiṫriḃ caoine blasta,
D'inḟiúċ an ríoġan ṁaiṫ í,
Do sméid uirṫe le taiṫneaṁ,
Is duḃairt sí léi go cneasta:

"A ṁaiġdean ċiuin tais ṁaiseaċ,
Is aoiḃinn liom na starṫa
Atá léiġte agat ar ḃeartaiḃ
Ar ċlú is ar ċáil mo ḋragun;
Is tá mo ċroiḋe-se ag preabaḋ
Le díoġrais ġráiḋ dá n-anam;
Mo ṁaoin mo rún mo ṡearc iad,
Toġa agus roġa mo leanḃ;
'S a scéal lem ċroiḋe ní scarfaiḋ
Go raġaiḋ de ḋruim an tailiṁ
Linnte ruaḋa na mara
'Ġá báṫaḋ le héirleaċ dearg;
Aċt faġaim-se, a stóir liom, sanas
Ar éaċta claona gaisce
'S ar anaḃás an ṁada
Do ṫraoċ mo ċlann le gangaid."

Annsoin do ċrom an Ainnir
A ceann go huṁal don ḃanḟlait,
Is duḃairt de ċoṁráḋ ḟlaċtṁar:
"A Ḃéiḃionn ṁaorḋa, ċailce,

Cuirfe mé críoċ lem starṫaiḃ,
Is scéalóċad duit go haṫlaṁ
Éaċta is íde an ṁada.

Mo ġreidín go bráṫ é an mada,
Is léir dom féin le tamall
A ġníoṁarṫa béil is airm;
Ní fada siar 's is dearḃ
Ó ṫug mo ruirc fá ndeara
Cú groiḋe an uaḃair 's an ġairce
'Na árċú nirt san Afraic;
É ag leagaḋ deirḃír maiṫe,
Sluaġḃuiḋean dílis manaċ
Do ġéill dá ḃfáiḋ Mahaimiot,
'Na mílte ar fuaid a mbailte,
Le pléascáin dóiġte á mbascaḋ
'S á mbaint dá dtreoir gan taise.
Is gan aca 'na nglacaiḃ
Aċt díoġa gaċ faoḃair is airm,
Is cloċa is stúmpaiḋe maide;
Is a lán dá sluaġ gan ḃalcais
Dá ndíon ar ġréin ná ar ḟearṫainn;
Is gur ḃ'éaċtaċ é a ngairce
Tré gaċ anróġ míoṫapaḋ,
Ag neartuġaḋ a dtaoisiġ ceana
Is ag cosaint tíre a n-aṫar.

Buḋ ṫruaġ leat ċroiḋe iad d'aṁarc
Sínte suaiḋte scarṫa,
Deiċ míle aca 'na sreaṫaiḃ,
Is a "ġioba" ar ċom gaċ flaṫa
Cois claiḋe is ar lár an ṁaċa;

Fé mar ċífiḋe ar maidin
Ar ḃántaiḃ réiḋe is cois ċlaiḋteaċ
Coiníniḋe bána marḃ,
A bpluaire iaḋta i ganḟios,
Is iad i sásaiḃ gaḃta
Ar a dtriall fá ḋéin an ḃaile.

Is mar ḃarr ar sin do ṁarluiġ
An cú mór craosaċ tapaiḋ
Tuamba a dtaoisiġ ceannais,
Le piléaraiḃ niṁe 'ġá leagaḋ,
Is i dtreo gaċ áirde 'á scaipeaḋ;
Mar a mbíoḋ go síorruiḋe taisteal
Na n-oiliṫreaċ ndiaḋa raṫmar
Le cráiḃteaċt ṫugaḋ airtear
San ḃfásaċ gránna leaṫan,
Mar a ndeineann gaoṫ an earraiġ
Tulcaiḋe fáin den ġainniṁ,
Ar lorg síoṫ dá n-anam
Is cabair ó ċuṁaċt na ḃflaiṫeas.

Dá ḃfeicteá an lá soin Lasair
Is sceon i súile an ṁada
De réir mar ṫug fá ndeara
An sluaġ deirḃír dá leagaḋ!
Is ḃí annsúd 'na ḃfarraiḋ
Coileainín dúr duḃ deacair
Gur ċaol é a ġlam an feaċt soin,
Is indiu gurab árd é a ġradam
San ċuainne atá go meangaċ
Ag craḋ do ṫíre, a ṡearc liom.

An lá soin ċuir gan ṁagaḋ
Raḋarc is scéiṁ an ṁaċa
Sólás an traoġail ar m'anam;
Mar dam-sa féin 's dom ṫeagasc
'S ag glaoḋaċ go hárd ar m'ainm
Do ṫuit na mílte dragun;
Is ba binn lem ċroiḋe-se searaṁ
Na sluaiġte aca fá ḃrataċ
A dtaoisiġ ríoġḋa neartṁair;
Is nár ḃain sliogáin ná airm
Ná pléascaḋ plaosc aon ṗreabaḋ
Ar a gcroiḋe 'na gcliaḃ le heagal;
Duine aca riaṁ ní ċasfaḋ
Is ní ṫiuḃraḋ druim le naṁaid;
Aċt seo mar ḃíoḋ a ḃfaision
An tráṫ ba ḋéine an caṫ soin:
Táin aca dá leagaḋ
Is a leaṫġlúin fúṫa ar talaṁ
'S 'na mbéal go binn an ṗaidir;
Táin aca ar n-a dtreascairt,
Leaṫḃróg fá ċúl gaċ baiṫis,
Is a ndruim le húir na faiṫċe,
Is dá ḃonn ḃána a dtroiġṫeaċ
Le hamais na con do leag iad;
Táin aca fuar marḃ
Fá ġaoiṫ is fá ġréin le tamall;
Is cairiḋe ruaḋa mar raide
Ó ċréaċtaiḃ doiṁne an scata
'Gá dtéaċtaḋ leo go lasta
Ar ġuirme a gcneas mar ṁaise.

Mo chuisle sibh is mo ghrádh,
An sluagh so thug sceimhle an áir
Ar fhóirnibh Gall um Cháisc,
Is do ghéill don chuin i dtrát
Chum bhar dtréad do fhaoradh ón mbás,
Nuair chuala féin bhar dtásc
Is mé im sheasamh ar an sráid,
Gur híodhgeadh sibh le spás,
Is ná fuarabhar athlá,
Do chrap mo chroidhe-se im lár
Is do ghluais mo chiall ar fán,
Gur chuimhnigheas ar an gcás
I n-ar chuir an cú uile tráth
Deirbhfhiridhe tréana 'á lámhach;
Is thugas súil gan spás
Fá dhéin an bhaill 'n-ar thráigh
Sruth bhar gcroidhe roimh lá.

Shamhluigheas annsoin go bhfaca
Mar bheadh samhailt an mhada,
An gaiscidheach con so i ngar duit,
Is é go cruinn 'na sheasamh
Tamall slighe ón mbeairic
I n-ar tugadh ár do leanbh;
Is é ag cogaint cnámh na ndragun
Do lámhachadh ann ar maidin
'S ag fáscadh a bhéil 's ag drannadh
Go leithleach gruamdha garg,
Mar thagadh gadairín tasna
Do chuireadh dúil 'na sceanfairt;
Is an rughlach ruadh do thagadh

Ar a ḃéal aige 'ġá ċaraḋ
Isteaċ le rinn a teangan.

Gaḃ truaġ mo ċroiḋe mé ag amarc
An éaċta soin, is screadar,
Is ġluais mo liúġ 'na reaṫaiḃ
Tré gaċ caol-ṡráid san ċaṫair;
Mar a raġaḋ ó ṁinnseaċ gaḃair
I gcoim na hoiḋċe screadaiġ
Is a mionnán óg an ċeana
Ag sionnaċ ruaḋ 'ġá leagaḋ
Is le hairc 'na ḃéal 'ġá stracaḋ,
A ċuid fola aige 'ġá tarrac
Is a ċnáṁa maoṫa á gcnagaḋ
Fán' ḟiacail ḟaoḃraiġ ḃradaiġ.

Trém uaill dam ḋ'ḟéaċas tarm,
Is láiṫreaċ baill do ḋearcas
Fíaċ duḃ callóideaċ abaiḋ,
An t-éan so annso ar an ḃfaiṫċe,
Ar ġéagán crainn in' aice,
A sciaṫáin aice ar leaṫaḋ
'S an clúṁ duḃ gnaireaċ casta
Ar a scórnaiġ reiṁis 'na ṡeasaṁ,
Mar tuar ar ḃruiġin 's ar ċaismirt:
Fraoċ 'na súile ar lasaḋ,
Mar ḋ'ḟéaċ anonn ar an mada,
Is de ġlór mait daonna labair:

'Ciorrbaḋ ort, a ṁadra,
Is a ċú duḃ ṁalluiġte,
Ba caillte an ṁaise ḋuit

Díoṫuġaḋ na ḃFearaċon
Gan spás gan taise ar biṫ;
Luiġim-se is dearḃaim
Go dtiocfaiḋ galar ort
I dtráṫ a leagfaiḋ ṫú
Is ḃainfe an baiṫeas díot;
Is é mo ṫairngaireaċt
Gur gearr ó ḃaile duit
Báṫaḋ is mearḃall
Is bás i n-anaiṫe
Gan ċreiḋill gan eaglais;
Gur luaṫ a scarfaid leat
Do ḃaill sa ḃfairrge,
I dtreo go ḃfanfair-se
Ar ṫuinn na mara amuiġ
It ġórta ċreaṫallaċ
Ḋreoiġte stracaiṫe.'

Annsoin do ċuala scéaṁa
Agus aṁstrac ġránna ġarg
Ag teaċt ó ḃéal an ṁaḋa
Is mar seo ar an ḃfiaċ do ḟreagair:

'Gráin is daṫaḋ ort,
A éin ḋuiḃ ṁalluiġṫe,
Sáṫaiḋ an teanga soin
Atá 'gá craṫaḋ agat
Siar it ċarball,
Is dún do ḟeanaġoḃ;
Mionnuiġim go dearḃṫa
Is tugaim m'anam leis,
Muna stadfair-se

De réim do ṁasluiġṫe,
An clúṁ duḃ casta soin
Atá ag díon do ċreata-sa
Ná saorfaiḋ feasta ṫú
Ar ḃás i n-anaiṫe;
Mar bainfear leagaḋ asat
'S is cruinn a casfar duit
Do ṗíobán mangaire,
Do ġraḃrán teangan duḃ,
Do sciaṫán aċrainn,
Is do ċrónċorp damanta,
Is raġair gan mearḃall
Dot ḃáṫaḋ it spadalaċ
Go doiṁin i gcaise ṁir
Na Sionna calma.
Caidé an cúrsa sparainne
Atá anois eadrainn?
Dream beag aċrannaċ
D'ógánaiḃ meaṫta ḋul
I ngleo le harmluċt
Na mná gur dearḃ ḋí
Ceartréim na fairrge;
Is í anois fá anaiṫe
Is an naṁaid ag faire uirṫe
Is ag iarraiḋ ceannas nirt
Do sciobaḋ as a glacaiḃ-se;
Is de ċionn gur ṫreascarar
Roiṁ lá go hairṫinneaċ
Buiḋean den ġramaisc sin,
Ní fuláir leat tarngaireaċt
Gránna a ċeapaḋ ḋaṁ,
Bás go bagarṫaċ

Ar lár na fairrge;
Aċt lean det ċallaireaċt
Is de ṫabairt na marla ḋam,
An píobán garḃ soin
Agat go gcasfar é,
Mar is beag é m'eagla
Roṁat-sa, a allait duḃ.'

Sin mar do labair an mada,
Má's labairt is cóir de a ġairm
Seoċ alpġail ḟiaḋain is tafaint,
Is níor ṁall í an fiaċ 'ġá ḟreagairt:

' A ċú ċróin alpusaiġ,
Clúṁ a gcreatallaċ
Dá ḋuiḃe dá ċasta soin,
Níor ḟaor sé ó anaḃruid
Mo ḟinnsear aṫarḋa;
Mar is dlúṫ do ċaradar
Fíre is measarḋaċt;
Is an cuainne ór eascarais,
Idir ċoin is ṁadra
Is ċoileán tarcuisneaċ,
'Ġá gcráḋ le naṫaireaċt,
'Ġá sáṫaḋ i gcarcaraiḃ,
'Ġá láṁaċ 's á gcartaḋ amaċ
Tar clár na fairrge;
Brostuiġ, atċim ort,
Iaḋaiḋ fá ġlasaiḃ mé,
Buail is treascair mé,
-An scórnaċ cas orm,
An fionnaḋ staṫ asam,

Má's duḃ má's casta leat
Díon mo ġearra-ċuirp;
Mar is gairid fanfaiḋ sin
Luaḋaill it ḃallaiḃ-se
Ċum éaċta 'en traṁail sin.'

De réir mar ċeapaim-se
Do b'é sin freagra
A ṫug dá haiṫeascaiḃ
An fiaċ duḃ caiṫiseaċ;
Is ba ṫeann an madra
Ag scéiṫeaḋ le fairsinge
Uallfairt ġlama ḋuiḃ
Is bréiṫre sreadaiṫe
Mar ualaċ ṁarla uirṫe;
Is ní mian liom aiṫris air,
Mar d'ḟágas eatorṫa
An ṗléiḋe is an ḃarbarḋaċt.

Ba ġearr ón dtaca soin
I n-ar lámaḋ na farairiḋe
Ḃí ártraċ armṫa
Ag gaḃáil an fairrge
Ó ṫuaiḋ go maiseaṁail;
Mianaċ marḃṫaċ,
Pléascaċ, screadaiṫeaċ,
Fé mar aiṫrisid,
Do ḃuail an ealaḃarc
Is do réaḃ a fraiġteaċa.

'Sliġe don ṁadra,
Bád maiṫ seascair dó,

Beilt ar a asnaċaiḃ,
Fir ag freastal air,
Isteaċ ċum tailiṁ leis,
Mar is air gan dearmad
Atá ár seasaṁ-ne.'

Aċt d'éiriġ anastruim
Gaoiṫe is gailḃe
Ar fán 's ar scaipeaḋ ċuir
Buiḋean an barca soin,
Ar ċlár na farraige;
Do báṫaḋ an madra
Dána danarḋa
'S do súġaḋ a ċreatallaċ
I dtonntaiḃ sreaduiṫe
'S i ḃfíoċ na mara soin.

San spéir an tráṫ soin
Ós cionn an tsáile
Mar ar ṫárla an lánscrios
Do ċonnac an Máhdí
'Na taiḃḃse ġáiḃṫiġ
Ag éiġeaṁ 's ag gárṫaiġ:

'A ċlaḋaire ġallaċon,
Mo ṡluaġ breáġ fearḋa
Gan truaġ ó leagais-se,
'S ó ḋeinis sceanfairt ṁion
Dem uaiġ go masluiġṫeaċ,
'S ó ṫugais tarcuisne
Dam féin 's dom ṁaṫaiḃ-se
Ós coṁair sluaġ eaċtrann,

Do ním gan mearḃall
Tuar is tarngaireaċt
Le linn do ḃascṫa ḋuit:
Go mbeiḋ fán is lagar ort
An dá lá d'ḟanfair-se
Ar lár na mara amuiġ;
Feart ná maramar
Ná fuiġiḋ do ṡeanaċorp,
Aċt iasc na farraige
Anuas ar ṫ'ablaċ,
Is é 'ġá stracaḋ aca;
Is do lomċnáṁa geala annsoin
Go scáinte scaipiṫe,
Is an sáile á gcartaḋ soin
Ó ṫráiġ go calaḋṗort.' "

## VIII.—CAILLEAĊ.

Iar gcorc a haitrise
Béil don Ainnir gil
Do ṡléaċt go ceanaṁail
Do Ḃéibinn ċartannaiġ.
D'éiriġ an treana-bean
Ríoġḋa an raċmuir úd,
'S is í ḃí ar baille-ċrit
Cé go raiḃ sin tairsite
A traiḋe 'na glaic aice,
'S is moḋaṁail tais d'agaill sí
An spéirḃean ġasta óil:

"A ṁaoin is a Ainnir ġeal
A tug dúinn seanċus
Ar an gcuin seo i n-aice linn,
Ná bíoḋ ort mearḃall;
Dá ṁéid do tarcuisne air,
Is liom-sa an madra,
Is liom-sa a bearta san,
Is liom-sa an gaisce ḋein
An ḟaid do ṁair aige
Láṁ na ċalmaċt;
Is liom-sa ar ċeannuiġ sé
I ndúiṫiġiḃ eaċtrann
De ċáiliḋeaċt ġradamaiġ
Ċum m'oiġreaċt atarḋa
Do ċur i bfairsinge;

Is cruinn do smaċtuiġ sé
Deirḃísiḋe malluiġṫe
Is Ḃóraiġ arna[…]
'Ġá ndóġaḋ, 'ġá ngreadaḋ san
Le faoḃar niṁe is lassaċ;
Is má ḋein sé an tamall soin
Feall nó camaċlis,
I ḃpúngcaiḃ caṫa ċur,
Is má's trom a ḟatail sé
Ar ċuainne 'ṁanaċaiḃ
Ċuir spéir san ḋealḃas,
Is gur gann a mbalcairiḋe,
Is gur ḃeag an tairḃe
A stúmpaiḋe maide sin
I n-am an anaiṫe,
Éaċt den tsaṁail sin
Is cóir a ṁaiṫeaṁ dó;
Mar is dam-sa ḃailiġ sé
'Na sluaiġtiḃ armṫa
Fóirne fearaċon
Riaṁ ná facatar
Amuiġ ná ag baile againn.

Aċt beag an taitneaṁ liom
An tsliġe 'nar ṁairḃ sé
An ḃuiḋean ḃreáġ acfuinneaċ
Do luaḃair ic startaiḃ linn;
Mar is mise caḃartaċ
Is cosantóir calma
Dúiṫiġe is caṫraċ,
Is mionstát meanmnaċ
Ar fóirneart eaċtrann

A ċleaċtann anaḃruid
'S an lag do leadraḋ
Fá ansmaċt danarḋa
Gan feġáil ar lascaine;
'S is dlúṫ a ṫaiscim-se
Ċuġam fám' ḃrataċaiḃ
Plúr na ḃfearann so
Gur luġa ḃíonn taca aca
I gcuṁangraċt caismearṫa
Nó i gcúirt an ċaradrais
Ó ḃrúdaiḃ malluiġṫe
Is a dtnúṫ le barraċas
Clú ar an dtalaṁ so.

Guiḋim tú, a ċara liom,
Labair go ceanaṁail
Le máṫair ġealaċneis
Na Féinne fearḋa
Annsúd i n-aice leat;
Éiġim is atċim ort,
'S is deiṁin gur danaid liom
A ráḋ gur ċeaduiġ mé
Riaṁ dom ṁadra
A gasraḋ ceannasaċ
Do ḋíṫiuġaḋ i ganfios dí—
Cé ná taitneann liom
An tsliġe i n-ar ṁeasadar
An claiḋe do leagaḋ orm
Is mo ċroiḋe do ḃascaḋ ionnam
I lár na spárainne—
Is gur ṫuill sí a ṁalairt sin
Uaim gan dearmad;

Mar is fuiġeaċ do fearaḋ daṁ  
Fuil a leanḃ-se  
Ar muir ’s ar ṁaċaire;  
Aċt ḃíos-sa mearcaiṫe  
’S ar crit le hanaiṫe  
An ḃáis an taca soin;  
Ḃí an naṁaid ag faire orm  
Ṫall ’s ag baile agam,  
Ṫuas idir scamallaiḃ  
Spéire an eadarṡuṫ,  
Is ṫíos fá ċaise ġuirt  
Taoide is fairrge.  
A ġráiḋ ’s a ṫaisce liom,  
Labair léi is abair léi  
Gur gearr an t-aga anois  
Go ḃfeicfear cneasuiġṫe  
An ḃuaiḋirt seo eadrainn;  
I ndiaiḋ an aċrainn  
Atá ṫall tar calaḋ againn  
Beiḋ an reaċt sa ḃaile aice;  
Is dá ḋruim sin leanfaiḋ dí  
Síoṫċáin ceartdliġṫe,  
Féile ċaradrais,  
Séan is searcaireaċt,  
Conáċ is raṫċumas  
Is saoġal gan easbaiḋ ar biṫ.”

Do labair an Ainnir ġeal  
Go caoin ’ġá freagra:  
“A Ṁór na Mara amuiġ,  
A ċailleaċ ċeannasaċ,  
Is fada ag faire mé

Ar do réim coir baile annso
Is i gcéin tar fairrge;
Is riaṁ ní ḟaca-sa
Oileáin ná calaḋṗuirt
Ná státa caiṫise
A ḃí tláṫ ar easbaiḋ nirt,
Gur éiriġ maiṫeas dóiḃ
Ó ḃeiṫ fáṫ' ḃrataċ se;
Aċt gur ḃ'é do ḃ'ḟearra leat
A maoin 's a n-airgead
Is toraḋ a dtalṁan
Do scuabaḋ a ḃaile leat;
Is a ndaoine cneasta ċur
Go bráṫ fá anaḃruid;
Feall do ċleaċtaḃar
Ċoiḋċe is creaċaireaċt
Tíorṫa is caṫraċ,
Cráḋ na n-anaḃfann,
Cárnaḋ fearaċon,
Ógḃan, leanḃ lag,
Nár ḋíon dóiḃ arma;
Maslaḋ is tarcuisne
Ar ḃeó 's ar ṁarḃṫruip,
Gníoṁarṫa 'en tsaṁail sin
Ní raġaid i ndearmad.
Pláiġ is anacra
Is daoirse is aċrann
Is dlúṫ do leanadar
Rian do smaċṫa-sa
Ar fuaid gaċ talṁan
Riaṁ i n-ar ḟatalais;
Ċuir réim do smaċt-dliġṫe

Tír ċiuin ḟlaiṫeaṁail
Na mná so i n-aice liom
Fá ḃuaiḋirt 's fá ainḃfios;
Mar bainríḋe lasair ġeal
Na gréine a ḟlaiṫeasaiḃ.
Níor ṫugais aga ḋí
Ná cáirde caradrais
Ón gcéadlá ġaḃais í,
Aċt ag maoluġaḋ a maiṫeasa
'S ag céasaḋ a hanma
Le hualaiġe cama-reaċt.
Is ba ḃeag let ċarṫannaċt
Méid an ġarraiḋ
Do ṁill do ṁadra
D'éis breiṫ ċúirt arma,
Gan ridire calma,
Triaṫ glic aigeanta,
D'ḟágaint taċtaiṫe
I lár do ċaṫraċ,
I dtaoḃ an taiṫniṁ ṫug
Dá hinntinn ṁeanmnaiġ.
Is ba ṫruaġ lem anam-sa
Géilleaḋ 'ot peacaireaċt;
Is minic ċeana ḋaṁ
Do rinnis geallaṁaint
Gan ċoṁall dá ḃarra liom;
Aċt ar son an ċaradrais
Is cruinn a ḃreacfad-sa
Suim ar laḃarais
Do Ḃéiḃinn ġradamaiġ;
Is do scéal má ṫaiṫneann léi
Bíoḋ connraḋ eadraiḃ."

Do ṡléaċt an Áinnirḃean
Don ḃainríoġain ċneasta ġil
Do ḃí 'na haice-se
'S is ciuin do laḃair léi:

"A ríoġan 's a taisce liom,
An clos duit tairgsint
Is fuláireaṁ seanaḃean
Na tsraiḋe seo ar ṁaiṫe leat."
Is ċiall an tseanċais
A laḃair an ċailleaċ léi
Is fíor gur aiṫris sí
Do Ḃéiḃinn ḃairrḟinn é.

Ba luaṫ annsoin 'na seasaṁ
Béiḃionn aerḋa ċailce
Is ba ḃinn an ċainnt seo ḋeaċtuiġ:

"A spéirḃean ċaoin is a Áinnir,
An tsnaiḋm seo atá le fada
Idir mé féin 's an ċailliġ,
Ní réiḋteoċaḋ rí ná flaiṫ é,
Ná an coiste is aoirde ar marṫain;
'S anois 's an ḃuaiḋirt seo ar ṁ'anam,
Is mé ag caoineaḋ láṁaċ mo leanḃ,
Do b'áil léi sin me ṁeallaḋ
Le ḃréiṫriḃ baoṫa bladair;
Aċt tá a ḟios agat-sa, a ċara,
Naċ ionntaoiḃ daṁ-sa a starṫa
Ná an ċainnt sin uaiṫe ṫarraing;
Mar is minic minic ċeana
Do ḟuaras féin an ċailleaċ

Go meaḃlaċ bréagaċ bradaċ;
Dom pógaḋ anoċt le taitneaṁ,
Is ag lámaċ mo laoċ ar maidin;
Ag canaḋ bréiṫre meala
'S an niṁ aice 'ġá meascaḋ;
Í cneasta liom im aice,
'Ġá ráḋ gur mise a taca,
A maoin 's a stór 's a taisce,
An fad a bíoḋ sí i ganḟios
Dom aiṫrisiuġaḋ is dom ġearraḋ
I dtíorṫa i gcéin ó ḃaile;
Ag slad mo ṁaoine óm ḃailtiḃ
Is 'ġá ṁaoiḋeaṁ ós árd go cleasaċ
Gur ḋein sí an slad ar ṁaiṫe
Lem ṡláinte ċuirp 's lem anam;
Mar gur ḃean mé nár ṫug aire
Do ġnóṫaiḃ tiġis, do ċeaṫra,
Do lón, do ḃréid, ná d'anairt;
Aċt go mbínn ag ól 's ag caiṫeaṁ
Gaċ scilling riaṁ a ġlacainn,
Is gur ḃ'ḟearra ḋaṁ ḃeiṫ dealḃ
I gcruaḋtan dian fá easbaiḋ,
'Ná ḃeiṫ go saiḋḃir seascair,
Is táinte agam is capaill,
Is cruaċa 'em ór i dtaisciḋ;
Gur daoine fiaḋaine casa
Gur mór é a ndúil i n-airm
I ḃfaoḃar 's i ḃfuil 's i gcaismirt
An dream dá dtugas taitneaṁ,
Is dár ṫálas sruṫ mo laċta,
'S nár ḃ'ḟearr riaṁ ann 'ná as iad.
Anois ós léir gur leagaḋ



E

Na mílte 'em ċloinn tar calaḋ,
D'ḟonn í ċoimeád 'na beaṫaiḋ,
'S a tṙaiḋe-se ag riar na mara,
Nár ḋear cineálta an ḃeart dí
A piarda con do lascaḋ
Fá ṡluaġ mo laoċra gairce
Ċum iad do ṫraoċaḋ i ganḟios.

Aċt féaċ, ós fearr lem anam
Síoṫċáin féin 'ná caismirt,
Dá ḃfuiġinn-se urraḋ is banna
Go gcoṁallfaiḋe gaċ ar geallaḋ,
Do réiḋteoċainn léi go habaiḋ:"

Do labair gan ṁoill an ċailleaċ
'S ba ċneasta ruġin a ṫaistil
An ċainnt de ḃarr a teangan:

"A spéirḃean ġlé agus a Ainnir,
Ní maiṫ é an teist seo a leaṫair
Ít ráiḋtiḃ béil ar ṁ'anam;
Is ċuala, leis, 'na staraiḃ
An ċaoinḃean féiṁ seo it aice
Mar ba ġnáṫ léi ḃeiṫ 'om ġearraḋ,
Innleaċt fill is gangaid
Liom-sa aice 'ġá gcasaḋ;
Aċt ní cuiḃe ḋom ṡaṁail-se freagairt
Ar gaċ pungc dár luaḋaḋ, ná starṫa
Do léiġeaḋ ar an ré atá caiṫte:
Is fonn ar an naṁaid mé ḃascaḋ
Is mo ġárda gróiḋe do leagaḋ,
San aer 's ar muir 's ar talaṁ:

Má ḋeinear gníoṁ neaṁḋleaġṫaċ,
Fadó nuair ḃínn fá aċṁuing,
I n-aġaiḋ na mná so ic ḟarraiḋ
Dar tugar barr an taiṫniṁ,
Ní cóir anois é ċaiteaṁ
Im aġaiḋ is na tíorṫa ceannas
Is aoirde céim ar marṫain
Le hár 'á gcráḋ is 'á leagaḋ;
Is gur miṫid dúinn-ne an spairinn
Is an seana-ċol diaċraċ deacair
Riaṁ do ḃreoiḋ 's do ḟlad sinn
Do ċaiteaṁ uainn, is ceangal
An ċáirdis d'ḟiġe go daingean
Eadrainn féin le ceartṫoil;
Is gur ċuirear róṁam an agairt
Atá aice im aġaiḋ do ġlanaḋ
An túirse riaṁ a ċasfaḋ
Na leoṁain tar tuinn a ḃaile;
Ní baoġal don stuaḋṁnaoi ċailce,
Slánóċa mé ḋí mar ġeallaim."

Mar sin do labair an ċailleaċ,
Is ba ḃinn tais séiṁ do ḟreagair
An Ainnir ṁaorḋa ṁaiseaċ:
"A Ṁór na mbarc is na Mara
Is árd é an ċainnt sin agat,
Aċt tá a ḟios agam-sa an aiste
'N-ar ḃailiġis maoin is saċmus,
Le héiteaċ riaṁ 's le gangaid;
Mar do ċuiris cluain ar ḟlaṫaiḃ
Is mar ṁeallais uaṫa a dtalaṁ
A réim 's a n-oiġreaċt aṫar,

Ba minic riaṁ do feallaḋ
Ar an ndream do ġéill dot staṙṫaiḃ.

Aċt is fearr liom síoṫ 'ná spairnn,
'S is fearr ionntaoiḃ 'ná fala,
Is dá ḃríġ sin géill-se 'om ṫeagasc;
Do ḋá ġlúin fúṫ-sa feaċaiḋ
Is tabair uait urraḋ is banna
Don míonla uasail ċailce
Go gcoṁallfar gaċ ar ġeallais,
Ós mo ċoṁair-se annso ar an ḃfaiṫċe
'S ós coṁair na n-ógán gcanta
Do ṫraoċ do ċú gan taise,
Is ós coṁair na con ná stadann
De léim 'na dtreo gaċ amus,
'S ós coṁair an éin duiḃ ġársta
Gur baoġal duit faoḃar a teangan
Ar ḃreiṫ do ḃéil má ċasair."

Sin mar do labair an Ainnir,
Aċt ruim an scéil do ḋeaċtuiġ
Níor ḃ'aoibinn leis an gcaillig;
Is do ċrom sí sin a haiġṫe
Is do luiġ go dian ar ċneadaiġ,
Is ba leisceaṁail faon gan tapa
A ḋá glúin fúiṫe 'á ḃfeacaḋ
'S í ag teannṫuġaḋ a traiḋe 'na glacaiḃ;

Le tuairt a glún ar an ḃfaiṫċe
Dar linn do ċriṫ an talaṁ,
'S an glam a béal an ṁada
Níor ċlos riaṁ fós a ṡaṁail;

Ba ġearánaċ í is ba ċaṫaċ
Do leig sí geoin is an-uċ;
Sin mar luiġeann ar ṁaċa
Bó ṁór ḃreoiḋte ainḋeis,
A corp le péin dá ġreadaḋ
Is gur duḃaċ a búir 's a screadaiġ.

Ar a glúiniḃ dí is a fallaing
Siar ar a sálaiḃ caiṫte
'Na hualaċ dríḃe is salaċair
Ba ġruamḋa an glór lér ḋeaċtuiġ:

"A stór lem ċroiḋe agus a Ainnir
Aerḋa, ḃéasaċ, ḃairrḟionn,
A ṫug don tsaoirse taiṫneaṁ;
A ċú 'n-ar mór do ġradam
Ar ġníoṁarṫaiḃ béil 's ar gaisce
I dtíorṫa i gcéin 's ag baile;
A ḟlaiṫ ḋuiḃ ḟuadraiġ aċtaiġ,
Ná tugann sos dot ṫeangain
Aċt tú 'ár gcráḋ 's 'ár ngearraḋ;
A ógḃuiḋean ċróḋa ġasta
Go dtug ḃar máṫair taiṫneaṁ
Do ḃar ngaisce léir ar ṁaċa;
A ḟluaġ lem ċuin-se a leagaḋ
Is bláṫ ḃar nirt gan ċaiṫeaṁ;
Ós ḃar gcoṁair le ċéile geallaim,
Ós coṁair ḃar mbeo is ḃar marḃ
Mo ġlúine fúm-sa feacaim,
Is beirim an ġrian mar ċeangal
'S an spéir is réalta flaiṫis,
Ná déanfad feall ná gangaid

Ar an mbanḟlait féin tair ċailce
Go bráṫ arís an ḟaid ṁairfeam;
Dar fuil na laoċ is na ndragun
Do ṫuit san ár tar calaḋ;
Dar an gcroiḋe seo im ċliaḃ ag preabaḋ:
Dar an sparán so agam ar leaṫaḋ;
Dar na stáit fá ḋíon mo ḃrataiġ:
Dar na tíorṫa beaga laga
Ġaḃas ċugam fá ċuing an ċeana;
Dar m'oiġreaċt mór ḟliuċ ḟairsing;
Dar an traiḋe seo agam im ġlacaiḃ
Le n-a riaraim iasc is barca
Is tonnta ruaḋa na mara,
Bead-sa léi-se i gceangal
Go síteaċ go bráṫ an ḃeaṫa."

Ag labairt mar sin don ċailliġ
Do ḟáṫaiḋ sí a traiḋe sa ḃfaiṫċe
Le deiṁniuġaḋ a scéil go daingean;
I dtreo nár ḟéad dá glacaiḃ
Í stracaḋ léi ar an dtalaṁ;
Ġaḃ iongnaḋ an ríġḃean ṁaiseaċ,
Is nuair ḃí sí corṫa 'en tarrac,
Do ċrom 's a foiḋne ar scaipeaḋ;
Is ṫug iarraċt fórsaċ aṫlaṁ
Ar ṗreabaḋ arís 'na seasaṁ;
Níor éiriġ léi, mar neaduiġ
A glúine i scraṫ an tailiṁ,
Mar do ḟanfaḋ cloċa i dtaisciḋ
San ċré fá ġreim an tseaca,
'S ba ṫruaġ í ag liúġaḋ 's ag screadaiġ,
'Gá ġuiḋeaċaint ar an abac

Caḃruġaḋ léi 's a ceasna
Do réiḋteaċ d'aontoil ṁaiṫ dí.

Ċúiċe sceinn an t-ábac
De ḋruim an aeir 'na reaṫaiḃ,
Is daṫ an ġuail duiḃ trasna
Ar a héagcosc suarac leaṫta;
Is giobail ḟuaiḋte ḃreaca
Mar ḋíon ar a ballaiḃ beaṫaḋ:
Ba léir don tsaoġal le haṁarc
Go ndeaġaiḋ sí ar gcúl ón dtaca
I n-ar leag sí orainn an sceamall,
Gur ar éigin d'ḟan a leaṫ ann;
A deilḃín ba ḟaṁail
Le háilleagáinín maide,
Gan neart gan luas gan taiṫeac.
A ḃeaḋ 'na láiṁ ag leanḃ;
Do ḟín sí a láṁa go tapaiḋ
Ċum a ceasna a scaoileaḋ 'on ċailliġ
'S í ċur arís 'na seasaṁ;
Is cé nár ṁall í ag stracaḋ
Ionnair ḋaiṫte is fallaing,
Ní raiḃ 'na saoṫar maiteas,
Aċt mar ḃeaḋ naoiḋean ag staṫaḋ
Crann fuinnseoige ón dtalaṁ.

Ġaḃ déistin trom an ċailleaċ,
'S is duḃaċ a ṁill sí a basa
Is d'ḟógair uaiṫe an t-ábac
Le heascainiḋe 's le masla
Nár ṁaise a maoiḋeaṁ im startaiḃ;
Is de ġut do b'aoiḃinn aiteas

## SPIORAID NA SAOIRSE.

Is de ḃréiṫriḃ mílse blasair
Do luiġ go dian ar aṫċaint
Ar an Ainnir ḟoillsiġ raṫṁair
Í ḟaoraḋ ó ḃruid a ceangail.

Ba luaṫ annsoin 'na seasaṁ
An Ainnir ṁín tais ċneasta,
Is d'ḟéaċ sí im ṫreo le taiṫneaṁ,
Is sáṫaḋ an ġáire ar leaṫaḋ
Ar a héadan ḟoillseaċ maiseaċ.

De ġeit le gile a haiġte
De sceinn óm ṡúile an scamall
Draoiḋeaċta mé do ġreamuiġ,
D'éaluiġ uaim an aisling,
    Do ḋearcas grian,
    Do scaip mo ċiaċ,
'S do ṡuiḋeas aniar san leabaiḋ.

Muinntir Ċaṫail, Teo., Clóḋóirí, Baile Áṫa Cliaṫ.

